# Leaḃar-Urnuiġe

# Naoiṁ Pádraic.

Leis

An Aṫair S. E. O. Nualáin.

---

Baile Aṫ' Cliaṫ:
Air na ċlóḃualaḋ le Dollard,
i d-Tiġ an Ċlóḃuailte.

1890.

I n-oil-ċuiṁne

air

# Ṡeáġan mac heil,

Áirdeaspog Ṫuama,

Sagart, Tírġráḋuiġṫeoir, file;

príoṁ-ġráḋuiġṫeoir a ṫeangan,

agus

a ṫíre dúṫċais:

Tioḃlaictear an leaḃar so

go cráiḃṫeaċ.



Íosa. ✝ Muire.

# Urnuiġṫe na Maidne.

"Cia b'é air biṫ niḋ déantaoi i m-bréiṫir no i ngníoṁ, déantar iad uile in ainm an Tiġearna Iosa Críost."—*Col.* iii. 17.

In Ainm an Aṫar, agus an Ṁic, agus an Spioraid Naoiṁ. Amen.

Tuirling, a Spioraid Naoiṁ, d'ár n-ionnsuiḋe, aiṫlíon croiḋṫe do ċreidṁeaċ, agus adain ionnta teine do ġráḋ féin.

Rainnín. Cuir ċugainn do Spiorad, agus cruṫóċar iad.

Freagraḋ. Agus aṫnuaḋfaiḋ tu aġaiḋ na talṁan.

Guiḋmís.

A Ḋia, do ṫeagaisg croiḋṫe na g-Creidṁeaċ le lonnraḋ an Spioraid Naoiṁ; tabair dúinn ins an Spiorad ceudna, go m-blasfamaois an ceart, agus in a ṡólás-san go m-beiḋeaḋ síor-ġáirdeaċas orrainn: Tré Íosa Críost ár d-Tiġearna. Amen.

## Urnuiġe an Tiġearna.

Ár n-Aṫair, a tá ar neaṁ, go naoṁṫar d'ainm. Go d-tigiḋ do ríġeaċt. Go n-déantar do ṫoil ar an talaṁ mar déantar ar neaṁ. Ár n-arán laeṫeaṁail tabair dúinn an-diu. Agus maiṫ dúinn ár b-fiaċa mar maiṫimíd-ne d'ár b-feiċeaṁnaiḃ féin. Agus ná léig sinn i g-caṫuġaḋ. Aċt saor sinn ó olc. Amen.

## Fáilte an Aingil.

Dia do ḃeaṫa, a Ṁuire, lán de ġrása; tá an Tiġearna maille leat; is beannuiġṫe ṫu idir ṁnáiḃ: agus is beannuiġṫe toraḋ do ḃronn, Íosa. A Naoṁ-Ṁuire, a Ṁáṫair Dé, guiḋ orrainn-ne, na peacaiġ, anois, agus air uair ár m-báis. Amen.

## Cré na n-Abstol.

Creidim i n-Dia, Aṫair Uileċúṁaċtaċ, Cruṫuiġṫeoir neiṁe agus talṁan. Agus in Íosa Críost, a aon

Mac-san, ár d-Tiġearna; do ġabaḋ ó'n Spiorad Naoṁ; do rugaḋ ó Muire Óiġ; d'ḟulaing páis faoi Point Píoláid, do ceusaḋ, fuair bás, agus do h-aḋlacaḋ; do ċuaiḋ síos go h-ifrionn, d'éiriġ an treas lá ó ṁarḃaiḃ; do ċuaiḋ suas air neaṁ; a tá 'na ṡuiḋe air ḋeis Dé, an Aṫar Uilecú-ṁaċtaiġ; as sin tiocfaiḋ ċum breiṫ-eaṁnas do ṫabairt air ḃeoḋaiḃ agus air ṁarḃaiḃ. Creidim ins an Spiorad Naoṁ, ins an Naoṁ-Eaglais Ċatoiliciġ, i g-comaoin na naoṁ, i maiteaṁnas na b-peacaḋ; i n-eiséirġe na colna, agus ins an m-beaṫa síorruiḋe. Amen.

## An Ḟaoisidin Ċoitċionn.

Adoṁuiġim do Ḋia uilecúṁaċtaċ, do Muire Naoṁta, Síor-Óiġ; do Mi-ċeál naoṁta, Árdaingeal; do Naoṁ Eoin Baisde; do na h-Apstolaiḃ naoṁta, Peadar agus Pól; do Naoṁ Pádraic, agus do na naoṁaiḃ uile,

[agus duit-se, Aṫair*] gur ṗeacuiġeas go ró-ṁór, le smuaineaḋ, le briaṫar, agus le gníoṁ, tré mo ċoir féin, tré mo ċoir féin, tré mo ṁór-ċoir féin.

Air an aḋbar sin, impiġim air Ṁuire Naoṁṫa, Síor-Óiġ; air Ṁiċeál naoṁṫa, Árdaingeal; air Naoṁ Eoin Baisde; air na h-Apstolaiḃ naoṁṫa, Peadar agus Pól; air Naoṁ Pádraic, agus air na naoṁaiḃ uile, [agus ort-sa, Aṫair*] guiḋe ċum an Tiġearna, ár n-Dia, air mo ṡon.

Go d-tugaiḋ Dia uileċúṁaċtaċ trócaire ḋam, go maiṫiḋ Sé mo ṗeacaiḋ ḋam, agus go d-treoruiġiḋ Sé me ċum na beaṫa síorruiḋe. Amen.

Glóir do'n Aṫair, agus do'n Ṁac agus do'n Spiorad Naoṁ. Mar a ḃí air d-tús, mar a tá anois, agus mar a ḃeiḋeas go bráṫ: le saoġal na saoġal. Amen.

---

* Ní deirtear so acṫ le Sagart ins an ḃ-faoisidin.

## Liodáin Íosa.

A Ṫiġearna, déan trócaire orrainn.
A Ċríost, déan trócaire orrainn.
A Ṫiġearna, déan trócaire orrainn.
A Íosa, éist linn.
A Íosa, éist linn go grásaṁail.
A Ḋia, an t-Aṫair Neaṁḋa,
A Ḋia, an Mac, a Ḟuasgaltóir an doṁain,
A Ḋia, an Spiorad Naoṁ,
A Ṫríonóid Naoṁṫa, Aon Ḋia aṁáin,
A Íosa, a Ṁic Dé Ḃí,
A Íosa, a Ḋeallraiḋ an Aṫar,
A Íosa, a Lonnraiḋ an t-Soluis Síorruiḋe,
A Íosa, a Ríġ na glóire,
A Íosa, a Ġrian an Ċirt,
A Íosa, a Ṁic na Maiġdine Muire,
A Íosa ġeanaṁail,
A Íosa iongantaiġ,
A Íosa, a Ḋia neartṁair,

Déan trócaire orrainn.

A Íosa, a Aṫair an t-saoġail le teaċt,
A Íosa, a Aingil na h-árdċómairle,
A Íosa ro ċúṁaċtaċ,
A Íosa ro ḟoiġideaċ,
A Íosa ro ḟómóraċ,
A Íosa ċeannsa, úṁal-ċroiḋiġ,
A Íosa, a Ġráḋuiġṫeoir na geanmnuiġeaċta,
A Íosa, ár nGráḋuiġṫeoir-ne,
A Íosa, a Ḋia na Síoṫċána,
A Íosa, a Úġdair na beaṫa,
A Íosa, a Scaṫáin na subailceaḋ,
A Íosa, a Ṫeasġráḋuiġṫeoir anam,
A Íosa, ár n-Dia,
A Íosa, ár n-Dídean,
A Íosa, a Aṫair na m-boċt,
A Íosa, a Ionnṁuis na g-creidṁeaċ,
A Íosa, a Ṫreudaiḋe ṁaiṫ,
A Íosa, a Ḟíor-Ṡoluis,
A Íosa, a Eagna ṡíorruiḋe,
A Íosa, a Ṁaiṫis docoimsiġṫe,

Déan trócaire orrainn.

A Íosa, ár Sliġe agus ár m-Beaṫa
A Íosa, a Ġáirdeaċais na n-Aingeal,
A Íosa, a Ríġ na n-Árdaṫar,
A Íosa, a Ṁaiġistir na n-Apstol,
A Íosa, a Ṫeagasgṫóir na Soisgeulaiḋeaḋ,
A Íosa, a Nirt na Mairtireaċ,
A Íosa, a Ṡoluis na g-Coimfeasóir,
A Íosa, a Ḟíorġlaine na Maiġdean,
A Íosa, a Ċoróin na Naoṁ uile,
Déan trócaire orainn.

Bí trócaireaċ linn; coigil dúinn, a Íosa
Bí trócaireaċ linn; éist linn go grásaṁail, a Íosa.

Ó'n uile olc,
Ó'n uile ṗeacaḋ,
Ó d' ḟeirg féin,
Ó ċealgaiḃ an diaḃail,
Ó spiorad na drúise,
Ó ḃás síorruiḋe,
Ó ḟailliġe d'análuġaḋ naoṁṫa,
Ar uċt rúindiaṁra d'ionċolanuiġṫe naoṁṫa,
Saor sinn, a Ṫiġearna Íosa.

Ar ucṫ do ġeineaṁna,
Ar ucṫ do naoiḋeantaċta,
Ar ucṫ do ḃeaṫa ró-ḋiaḋa,
Ar ucṫ do ṡaoṫar,
Ar ucṫ do ġeurċráḋ agus do ṗáise,
Ar ucṫ do ċroise agus do ṫréigin,
Ar ucṫ d'anḃfainne,
Ar ucṫ do ḃáis agus d'aḋlaicṫe,
Ar ucṫ d'eiséirġe,
Ar ucṫ do ḋeasġaḃála,
Ar ucṫ do ġáirdeaċas,
Ar ucṫ do ġlóire,

Saor sinn, a Ṫiġearna Íosa.

A Uain Dé, a ṫógas peacaiḋ an doṁain; coigil dúinn a Ṫiġearna Íosa.

A Uain Dé, a ṫógas peacaiḋ an doṁain; éist linn go ġrásaṁail, a Ṫiġearna Íosa.

A Uain Dé, a ṫógas peacaiḋ an doṁain; déan trócaire orrainn, a Ṫiġearna Íosa.

A Íosa, éist linn.

A Íosa, éist linn go ġrásaṁail.

## Guiḋṁís.

A Ṫiġearna Íosa Críost, a dúḃairt; "Iarraiḋ, agus tabarfar daoiḃ; Lorgaíḋ, agus ġeaḃaiḋ siḃ; buailíḋ, agus foisgeolar daoiḃ:" impiġmíd ort, tabair d'ár n-aṫċuingiḃ bronntanas do ġráḋ, ionnus go ngráḋóċamaois ṫú go bráṫ le n-ár lán-ċroiḋe, le beul agus le gníoṁ; agus naċ sguirfimís ċoiḋċe ód' ṁolaḋ.

A Ṫiġearna, tabair dúinn síor-eagla agus gráḋ dod' ainm naoṁṫa, óir ní sguireann tu ċoiḋċe ó riaġlu-ġaḋ na n-daoineaḋ a ṫeagasgair i n-daingneaċd do ġráḋ.

A Ḋia, do ċinn do Ṁac éinġein 'na Ṡlánuiġṫeoir an doṁain, agus d'órduiġ Íosa do ġairm air; tabair dúinn go trócaireaċ go sealḃóċamaois a radarc seunṁar i ḃ-flaiṫeaṁnas, mar onóruiġmíd a naoṁ ainm air an talaṁ: Noċ ṁaireas agus riaġluiġeas 'na Ḋia maraon leat-sa i n-aondaċt an Spioraid Naoiṁ, le saoġal na saoġal. Amen.

## Aingeal an Tiġearna.

R. D'ḟoillriġ Aingeal an Tiġearna do Ṁuire:

F. Agus do ġaḃ sí ó'n Spiorad Naoṁ.

Dia do ḃeaṫa, a Ṁuire, &c.

R. Feuċ banóglaċ an Tiġearna:

F. 'Go n-déantar liom-sa do réir d'ḟocail.

Dia do ḃeaṫa, a Ṁuire, &c.

R. Agus riġneaḋ Feoil de'n Ḃriaṫar:

F. Agus do ċóṁnuiġ Sé eadrainn.

Dia do ḃeaṫa, a Ṁuire, &c.

R. Guiḋ orrainn, a Naoṁ-Ṁáṫair Dé:

F. Ionnus go n-déanfaiḋe oireaṁnaċ sinn ċum geallaṁain Ċríost d'ḟáġail. Amen.

## Guiḋmís.

Dóirt anuas, a Ṫiġearna, impiġmíd ort, do ġrása in ár g-croiḋṫiḃ, ionnus tar éis fios d'ḟáġail dúinn le

teaċtaireaċt an aingil air ṫeaċt Ċríost do Ṁic i g-colann daonda, go d-tiocfaḋ linn tré n-a ṗáis agus a ċrois dul go glóir a eiséirġe; trés an g-Críost céadna, ár d-Tiġearna.

Deonuiġ, a Ṫiġearna, impiġmíd ort, ár ngníoṁarṫa do roiṁḋírruġaḋ leo' análuiġṫiḃ naoṁṫa, agus treoruiġ iad leo' ḋeaġ-ċongnaḋ, ionnos go d-tionsgónadaois ár n-urnuiġṫe agus ár n-oibreaċa go h-uile uait féin, agus go m-baḋ tríotsa críoċnóċar iad go seunṁar; tré Íosa Críost ár d-Tiġearna. Amen.

R. Go g-cóṁnuiġiḋ congnaḋ Dé againn do ġnáṫ. F. Amen.

R. Agus go ḃ-faġaiḋ anama na ḃ-fíreun do ċuaiḋ roṁainn suaiṁneas i síoṫċáin tré ṫrócaire Dé. F. Amen.

## URNUIĠṪE AN TRÁṪNÓNA.

In Ainm an Aṫar, agus an Ṁic, agus an Spioraid Naoiṁ. Amen.

Tuirling, a Spioraid Naoiṁ, &c.

Rainnín :—A Ḋia, foirgeolaiḋ tu mo ṗusa :

Freagraḋ :—Agus foillseoċaiḋ mo ḃeul do ṁolaḋ.

R. A Ḋia, claon ċum mo ċaḃarṫa.

F. A Ṫiġearna, déan deifir dom' ċongnaḋ.

R. A Ṫiġearna, éist lem' urnuiġe :

F. Agus léig dom' éiġeaṁ teaċt dod' láṫair.

R. Cuirimís sinn féin i láṫair Dé, agus tugamaois buiḋeaċas leis :

F. Air son na ngrás do fuaramar uaiḋ.

Guiḋmís.

A Ṫiġearna Dia, creidim go cinnte go ḃ-fuil tu annso i láṫair ; go ḃ-fuil tu ag feuċain orm ; go ḃ-fuil tu ag éisteaċt liom ; agus go ḃ-fuil

fios agat air mo smuaintiḃ uile. Molaim, onóruiġim agus aḋraim ṫu ; aḋṁuiġim gur tu mo Ċruṫuiġṫeoir agus m' Árd-Tiġearna, d'ár cóir ḋam, agus d'ár méin liom géilleaḋ ins an uile niḋ.

Beirim míle buiḋeaċas leat, a Ṫiġearna, air son na ngrás agus na d-taḃartas uile do ṫug tu ḋam, ó ṫáinic me air an saoġal so go d-tí a n-diu, i d-taoiḃ gur ċruṫuiġis me, gur ḟuasglais me, go riġnis Críostaiḋe agus Catoiliceaċ ḋíom : agus go mór-ṁór, go d-tugais slán me tré gaċ cruaḋ-ċás agus baoġal air feaḋ an lae so.

A Ṫiġearna, tré do ṁór-ṫrócaire, taḃair solus do ġrás dúinn, ċum go m-baḋ leur dúinn ár locta, go m-beiḋeaḋ fíor-ġráin againn orra, agus go m-beiḋeaḋ doilġíos croiḋe orrainn tré ḟearg a ċur ort. Amen.

[Abair annso—Urnuiġe an Tiġearna, Fáilte an Aingil, Cré na n-Apstol, agus an Ḟaoisidin coitċionn.]

## Liodáin Ṁuire.

A Ṫiġearna, déan trócaire orrainn.
A Ċríost, déan trócaire orrainn.
A Ṫiġearna, déan trócaire orrainn.
A Ċríost, éist linn.
A Ċríost, éist linn go grásaṁail.
A Ḋia, an t-Aṫair Neaṁḋa, déan trócaire orrainn.
A Ḋia, an Mac, a Ḟuasgaltóir an doṁain, déan trócaire orrainn.
A Ḋia, an Spiorad Naoṁ, déan trócaire orrainn.
A Ṫríonóid Naoṁṫa, aon Ḋia aṁáin, déan trócaire orrainn.

A Naoṁ-Ṁuire,
A Naoṁ-Ṁáṫair Ḋé,
A Naoṁ-Ṁaiġdean na maiġdean,
A Ṁáṫair Ċríost,
A Ṁáṫair na ngrás diaḋa,
A Ṁáṫair is fíorġlaine,
A Ṁáṫair is geanmnuiḋe,
A Ṁáṫair gan truailliuġaḋ,

Guiḋ orrainn.

A Ṁáṫair gan toiḃéim,
A Ṁáṫair ġeanaṁail,
A Ṁáṫair iongantaċ,
A Ṁáṫair ár g-Cruṫuiġṫeora,
A Ṁáṫair ár Slánuiġṫeora,
A Ṁaiġdean is eagnaiġe,
A Ṁaiġdean ró oirṁidneaċ,
A Ṁaiġdean ró ċlúaṁail,
A Ṁaiġdean ċuṁaċtaċ,
A Ṁaiġdean ċeannsa,
A Ṁaiġdean ḋílear,
A Scáṫáin an Ċirt,
A Ċaṫaoir na h-Eagna,
A Ċúis ár ngáirdeaċais,
A Ṡoiṫiġ spioradálta,
A Ṡoiṫiġ onóraiġ,
A Ṡoiṫiġ óirdearc an ċráḃaiḋ,
A Rós rúndiaṁraiġ,
A Ṫuir Ḋáiḃiḋ,
A Ṫuir eaḃurḋa,
A Ṫiġ órḋa,
A Airc an Connarṫa,
A Ḋorais Flaiṫeaṁnais,
A Reult na Maidne,
A Ṡláinte na n-Easlán,

Guiḋ orrainn.

A Ḋíon na b-peacaċ,
A Ṡóláir na n-dobrónaċ,
A Ċongnaiḋ na g-Críostaiḋeaḋ,
A Ḃainríoġan na n-Aingeal,
A Ḃainríoġan na n-Árdaṫar,
A Ḃainríoġan na ḃ-Fáiġ,
A Ḃainríoġan na n-Apstol,
A Ḃainríoġan na Mairtíreaċ,
A Ḃainríoġan na g-Coinfeasóir,
A Ḃainríoġan na Maiġdean,
A Ḃainríoġan na Naoṁ uile,
A Ḃainríoġan a gaḃaḋ gan peacaḋ,
} Guiḋ orrainn.

A Uain Dé, ṫógas peacaiḋ an doṁain: coigil dúinn, a Ṫiġearna.

A Uain Dé, ṫógas peacaiḋ an doṁain: éist linn go grásaṁail, a Ṫiġearna.

A Uain Dé, ṫógas peacaiḋ an doṁain: déan trócaire orrainn, a Ṫiġearna.

R. Guiḋ orrainn, a Naoṁ-Ṁáṫair Dé:

F. Ionnos go n-déanfaiḋe oireaṁnaċ sinn ċum geallaṁain Críost d'ḟáġail.

Cuirimíd sinn féin faoi do ċoimirc a Naoṁ-Ṁáṫair Dé, ná tarcuisniġ ár n-urnuiġṫe in ár riaċtanasaiḃ, aċt saor sinn ó gaċ baoġal, a Ṁaiġdean síorġlórṁar ḃeannuiġṫe.

[Abair anso “Aingeal an Tiġearna,” &c.]

## Salḃe Reġina.

Go m-beannuiġṫear duit, a Ḃain-ríoġan ḃeannuiġṫe, a Ṁáṫair na trócaire, ár m-Ḃeaṫa, ár Ṁilseaċt, agus ár n-Dóċċas. Is ort-sa sgreadamaoid-ne, clann ḃoċt díbearṫa Eaḃa. Is ċugat-sa a ċuirimíd ár n-osnaiḋe ag geur-ġol agus ag caoiḋ, ins an ngleann so na n-deor. Air an aḋḃar sin, a Eadarġuiḋṫeoir, iompuiġ do ṡúile trócaireaċa orrainn. Agus tar éis an díbearṫa so, taisbéan dúinn toraḋ beannuiġṫe do ḃronn, Íosa, a Ṁaiġdean Ṁuire ċeannsa, ċráiḃṫeaċ, ṁilis.

Guiḋmís ċum ár n-Aingil Coiṁdeaċta.

A Aingil Dé! a ḃídeas d'ár g-coiṁdeaċt, ná sgar linn: soillsiġ sinn agus cóiṁéad sinn, anoċt agus air uair ár m-báis. Amen.

Taḃair cuairt, a Ṫiġearna, air an tiġ so, agus díbir a ḃ-fad uaiḋ gaċ uile ċealg an diaḃail: go n-déanaiḋ na h-aingil ḃeannuiġṫe áras ann ċum ár g-coiṁéada i síoċċáin: agus go g-coṁnuiġiḋ do ḃeannaċt féin in ár measg do ġnáṫ tré Ċríost ár d-Tiġearna. Amen.

Guiḋmís air son na Marḃ.

A Ḋia, a Ċruṫuiġṫeoir agus a Ḟuasgaltóir na g-creidṁeaċ uile, taḃair d'anamnaiḃ na ḃ-fíreun do ċuaiḋ roiṁainn maiṫeaṁnas in a b-peacaiḋiḃ go h-iomlán: ionnos go ḃ-fuiġdís an loġaḋ le a raiḃ súil aca a g-cóṁnuiḋe, tré eadarġuiḋe ċráiḃṫeaċ. Ṫusa, a ṁaireas agus a riaġluiġeas le saoġal na saoġal. Amen.

R. Molfamaoid ṫu, a Ḋia.

F. Agus glaoḋfamaoid air d'Ainm.

R. Go naoṁṫar Ainm an Tiġearna.

F. Anois agus le saoġal na saoġal.

R. Glóir do'n Aṫair agus do'n Ṁac, agus do'n Spiorad Naoṁ.

F. Mar do ḃí air d-tús, mar a tá anois, agus mar a ḃeiḋeas go bráṫ; le saoġal na saoġal.

Amen.

In Ainm an Aṫar, agus an Ṁic, agus an Spioraid Naoiṁ.

Amen.



## GNÍOṀARṪA

Croiḋeḃruġaḋ, Creiḋiṁ, Dóċas, agus Carṫanaċta.

---

Urnuiġe roiṁ na Gníoṁarṫaiḃ.

A Ḋia fíorruiḋe, uileċúṁaċtaiġ, tabair dúinn bréis creiḋiṁ, dóċais, agus carṫanaċta; agus ċum go b-faġamaoís toraḋ do ġeallaṁna, tabair dúinn grás ċum d'aiṫeanta do ġráḋuġaḋ agus do ċoiṁlíonaḋ: tré Íosa Críost ár d-Tiġearna. Amen.

Gníoṁ Croiḋeḃruġaiḋ.

A Ḋia, tá doilġíos croiḋe orm tré ḟearg do ċur ort; agus tá fuaṫ fírinneaċ agam dom' ṗeacaiḋiḃ, de ḃríġ go b-fuil siad míoṫaiṫneaṁaċ ad' láṫair-se, a Ḋia, a ṫuillear mo ġráḋ go h-iomlán, i d-taoiḃ do ṁaiṫeasa doċoimsiġṫe agus do ċailiġeaċt ró ġeanaṁail: agus tá rún daingean agam, le congnaḋ do naoṁ-ġrása, gan ḟearg do ċur ort arís go bráṫ.

## Gníoṁ Creidiṁ.

A Ḋia, creidim go diongḃálta gur ḃ'aon Ḋia aṁáin ṫu, Cruṫuiġṫeoir agus Árd-Ṫiġearna neiṁe agus talṁan, go ḃ-fuil do ṁaiṫeas agus do ċúṁaċt doċoimsiġṫe. Creidim go diongḃálta go ḃ-fuil ionnat-sa, an t-Aon Ḋia aṁáin, trí pearsanna diaḋa eidirḋealuiġṫe agus coiṁionann in gaċ uile niḋ, an t-Aṫair agus an Mac, agus an Spiorad Naoṁ. Creidim go diongḃálta gur ġlac Ḋia an Mac, an dara pearsa de'n Tríonóid ró Naoṁṫa, colann daonda; gur gaḃaḋ ó'n Spiorad Naoṁ é, go rugaḋ é ó'n Maiġdean Muire; gur ḟulaing se páis, agus go ḃ-fuair se bás air an g-crois ċum sinn-ne d'ḟuasgailt agus do ḟlánuġaḋ; gur éiriġ se an treas lá ó ṁarḃaiḃ; go n-deaċaiḋ se suas air neaṁ; go d-tiocfaiḋ se i n-deireaḋ an t-saoġail ċum breiṫeaṁnas do ṫaḃairt air an g-cineaḋ daonda; go d-taḃarfaiḋ se aoiḃneas síorruiḋe mar luaċsaoṫair do na deaġ-ḋaoiniḃ, agus go

d-teilgfiḋ se na droċ-ḋaoine go piantaiḃ síorruiḋe ifrinn. Creidim iad so, agus gaċ alt eile a ċraoḃsg-aoileas an Naoiṁ-Eaglais Ċatoiliceaċ Róṁánaċ dúinn, de ḃríġ gur tusa, a Ḋia, an Fírinne do-ṁeallta d'foillsiġ iad, agus gur órduiġ tu dúinn éisteaċt leis an Eaglais, mar is í bun agus uaiṫne na fírinne í. Ins an g-creideaṁ so tá rún daingean agam, le congnaḋ do naoṁ-ġrása, maireaċtain agus bás d'faġail.

## Gníoṁ Dóċċais.

A Ḋia, do ġeall go grásaṁail gaċ taḃartas, agus flaiṫeaṁnas féin tré Iosa Críost do'n dream a ċóiṁlíonas d'aiṫeanta; ag taoḃaḋ le do ċúṁaċt, le do ṁaiṫeas agus le do ṫrócaire doċoimriġṫe, agus le muiniġin in do ġeallaṁnaiḃ naoṁṫa a ċóiṁlíonas tu a g-cóṁnuiġe go fírinneaċ; tá dóċċas daingean agam go d-taḃarfaiḋ tu maiṫeaṁnas mo ṗeacaḋ uile ḋam, grása ċum tusa d'fóġnaḋ

go dúṫraċtaċ air an saoġal so le
déanaḋ na n-deaġ-obair d'órduiġ tu,
noċ ċóiṁlíonfas me leo' ċongnaḋ-sa ;
agus aoibneas síorruiḋe d'ḟáġail air
an saoġal eile : tré Iosa Críost, mo
Ṫiġearna agus mo Ṡlánuiġṫeoir.

## Gníoṁ Carṫanaċta.

A Ḋia, gráḋuiġim ṫu lem'
ċroiḋe, agus lem' anam go h-iomlán,
agus ós cionn gaċ uile niḋ, de ḃriġ
go ḃ-fuil tu maiṫ agus iomlán ġo
doċoimsiġṫe, agus go d-tuilleann tu
mo ġráḋ go h-uile : agus air do ṡon-
sa, tá gráḋ agam air mo ċóṁarsain
mar orm féin. Taḃair dam ar uċt
do ṫrócaire, a Ḋia, tar éis do
ġráḋuiġṫe annso air an talaṁ, go
ngráḋóċainn agus go sealḃóċainn ṫu
go síoruiḋe i ḃ-flaiṫeaṁnas. Amen.

# URNUIĠE ROIṀ AIFRIONN.

Guiḋmís.

A Aṫair ṫrócairiġ, do ġráḋuiġ an cineaḋ daonda ċóṁ mór sin, go d-tugais suas ċum ár b-fuasgalta do Ṁac gráḋaċ féin, an té, le fómós duit-se agus air ár son-ne, na peacaiġ, d'ísliġ é féin ċum báis—ċum báis na Croise fós, agus a leanas d'á íoḋbairt féin go laeṫeaṁail tré láṁaiḃ a sagart air son na m-beo agus na marḃ: aṫċuinġimíd ort go h-úṁal, beo-ċreideaṁ do ċruṫuġaḋ ionnainn, ionnos go n-déanfamaois sinn féin d'iomċar do ġnáṫ, le h-iomad craiḃṫeaċta agus fómóis i láṫair íoḋbarṫa is luaċṁaire a ċuid Fola agus Feola, a déantar ins an Aifrionn: agus tríd sin go m-beiḋmís rann-ṗáirteaċ ins an íoḋbairt do léir-ċríoċnuiġ se air Ċalbaire.

Air aon intinn leo' naoṁ-Eaglais agus le n-a riaruiġṫeoiriḃ, agus ag iarraiḋ eadarġuiḋe na naoṁ-

ṁaiġdine Muire, Máṫar Dé, na n-aingeal agus na naoṁ uile, toirḃrimíd anois íoḋbairt aḋraṁail an Aifrinn ċum d'onóra agus do ġlóire; ag aḋṁáil do ċailiḋeaċt doċoimsiġṫe, d'árd-ṫiġearnas ós cionn gaċ uile ḋúile, ár b-fíor-úṁlaċta féin duit, ár d-taoḃaḋ go h-iomlán le do reaṁaṁarc grásaṁail fá leiṫ; ag taḃairt buiḋeaċais i d-taoiḃ do ṫaḃartas uile, agus ċum maiṫeaṁnas d'fáġail in ár b-peacaiḋiḃ.

Toirḃrimíd í air son fóirleaṫnuiġṫe an Ċreidiṁ Ċatoiliciġ; air son ár n-Aṫar is naoṁṫa an Pápa: air son ár n-Airdeaspoig (no, ár n-Easpoig); air son treudaiḋe agus cléire uile d'Eaglaise naoṁṫa, ionnos go stiúróċaidís na creidiṁiġ i sliġe a slánuiġṫe; air son gaċ duine d'á b-fuil i n-árd-réim, ionnos go g-caiṫfimís beaṫa síoṫaṁail naoṁṫa; air son síoṫċána agus deiġṁéine i measg gaċ críċe agus gaċ pobuil; air son riaċtanas an ċiniḋ ḋaonda, agus go h-áiriġṫe air son an pobail a tá

annso i láṫair: ċum go ḃ-faġamaois gaċ grása d'á ḃ-fuil d'easḃa orrainn air an saoġal so, aoiḃneas doċríoċnuiġṫe air an saoġal eile, agus suaiṁneas síorruiḋe d'anamnaiḃ na ḃ-fíreun do ċuaiḋ róṁainn.

Agus do réir mar d'órduiġ Íosa Críost an uair do ċuir se air bun ag a ṡéire déiġeanaċ, an rúindiaṁair iongantaċ so a ċúṁaċta, a eagna, agus a ṁaiṫeasa, toirḃrimíd suas an t-Aifrionn i g-cuiṁniuġaḋ buiḋeaċ air an uile nid d'á n-deárnaiḋ se agus d'ár ḟulaing se le gráḋ dúinne, ag déanaḋ cuiṁniġṫe go sonnráḋaċ air a ġeur-ṗáis agus air a ḃás, air a eiséirġe ġlórṁair agus air a ḋul suas air neaṁ.

A Dia síorruiḋe, uileċúṁaċtaiġ! (óir is duit-se aṁáin is dual an íoḋbairt ṁór so), deonuiġ go gráṡaṁail gaḃáil léi ċum na g-críoċ so agus cuṁ gaċ críċe eile atá taiṫneaṁaċ leo' naoṁ-ṫoil. Agus ċum a déanta níos taiṫneaṁaiġe fós toirḃrimíd duit í tré an Íosa Críost ceudna, do

Ṁac gráḋaċ, ár d-Tiġearna agus ár Slánuiġṫeoir, ár n-Árdfagairt agus ár n-Íoḋbairt; agus in ainm na Tríonóide ró Naoṁṫa, an Aṫair, agus an Ṁic, agus an Spioraid Naoiṁ, d'ár cóir molaḋ onóir, agus glóir tré ṡaoġal na saoġal. Amen.

## Regína Coelí.

A Ḃainríoġan neiṁe bíoḋ luaṫġáire ort, Alleluia. Óir an té dá b'ḟiú tusa d'iomċur, Alleluia. D'eiréiriġ mar a dubairt se, Alleluia. Guiḋ ċum Dé air ár son, Alleluia.

R. A Ṁuire Óiġ, bioḋ luaṫġáire agus gáirdeaċas ort, Alleluia.

F. Óir d'eiréiriġ an Tiġearna go-fíor, Alleluia.

Guiḋmís.

A Ḋia, do ḋeonuiġ gáirdeaċas a ṫabairt do'n doṁan, tré eiréiriġe ár d-Tíġearna Iosa Críost do Ṁic; tabair dúinn, sírimíd ort, tré n-a Ṁaṫair Muire Óiġ, go sealbóċamaois luaṫġáire na beaṫa síorruiḋe; trés an g-Críostcéadna ár d-Tiġearna. Amen.

# URNUIĠṪE AG AIFRIONN.

---

## I d-tús an Aifrinn.

In Ainm an Aṫar, agus an Ṁic, agus an Spioraid Naoiṁ. Amen.

A Ṫiġearna Dia uileċúṁaċtaiġ neiṁe agus talṁan, feuċ mise, peacaċ ag teaċt dod' láṫair a n-diu, ċum íoḋbairt a ṫoirḃirt tré láṁaiḃ do riaruiġṫeora annso ag an altóir, íoḋbairt móirluaiġ Feola agus Fola Íosa Críost do Ṁic. Déantar toir-ḃirt an naoṁ íoḋbarṫa so ċum d'onóra agus do ġlóire, ċum buíḋeaċas a ṫabairt duit air son na ngrása do ḃronnais orm féin, ċum maiṫeaṁnas mo ṗeacaḋ uile d'ḟaġail anaoinḟeaċt leis an uile ġrás atá riaċtanaċ ċum me do naoṁuġaḋ agus do ṡlánuġaḋ. Tré Íosa Críost ár d-Ṫiġearna. Amen.

## Ag an ḃ-Faoisidin.

A Ḋia uileċuṁaċtaiġ, adṁuiġim anois óm' ċroiḋe i ḃ-fiaḋnaise d'ain-

geal agus do naoṁ beannuiġṫe gur ṗeacuiġeas, agus gur ṁúrsglas d' ḟeairg. Ná teilg mé ód' ḟiaḋnaise, a Ṫiġearna, agus ná smaċtuiġ mé do réir mo ṗeacaḋ, aċt do réir do ṫrócaire móire, sgrios amaċ mo ċionnta, ionnos go molfainn ṫu air ḟeaḋ uile laeṫe mo ḃeaṫa, agus le saoġal na saoġal. Amen.

## Air n-dul suas do'n t-Sagart air an Altóir.

Raċfad ċum d' altóra, a Ḟuasgaltóir diaḋa, ionnos go b-faġainn neart agus bríġ nuaḋ dom' anam,

Sirimíd ort, a Ṫiġearna, as uċt luaiḋeaċt do naoṁ, go m-baḋ toil leat ár b-peacaiḋ do ṁaiṫeaṁ ḋúinn.

## Ag an Tionnsgnaḋ.

Ḟuasgail sinn, a Ṫiġearna, ó n-ár g-cionntaiḃ, ionnos go nglacfaiḋe sinn isteaċ ad' ríġeaċt. Ḃí trócaireaċ led' ṗobul noċ d ḟuasglais led' Ḟuil.

## Ag an "*Kyrie Eleison.*"

A Ṫiġearna Dia, do ċruṫuiġ sinn as neiṁ-niḋ, déan trócaire orrainn.

A Ṫiġearna Dia, d'ḟuasgail sinn leo' Ḟuil, déan trócaire orrainn.

A Tiġearna Dia, a naoṁuiġeas sinn leo' ġráḋ agus leo' ġrása, déan trócaire orrainn.

## Ag an "*Gloria.*"

Glóir do Ḋia ins na h-árdaiḃ, agus air an talaṁ síoṫċáin do luċt deiġ-ṁéine. Molamaoid tu: beannuiġmíd ṫu: aḋramaoid ṫu: glóruiġmíd ṫu: Ḃeirmíd buiḋeaċas duit air son do ṁór-ġlóire. A Ṫiġearna Dia, a Ríġ neaṁḋa, a Ḋia Aṫair uileċúṁaċtaiġ. A Ṫiġearna Íosa Críost, an Mac éinġein. A Ṫiġearna Dia, a Uain Dé, a Ṁic an Aṫar. Ṫusa a ṫógas peacaiḋ an domain, déan trócaire orrainn. Ṫusa a ṫógas peacaiḋ an domain, éist le n-ár n-urnuiġe. Ṫusa a tá ad' ṡuiḋe air ḋeis an Aṫar,

déan trócaire orrainn. Óir is tusa aṁáin a tá naoṁṫa, tusa aṁáin a tá ad' Ṫiġearna, tusa aṁáin is áirde, a Íosa Críost, mar aon leis an Spiorad Naoṁ i nglóir Dé an Aṫar. Amen.

## Ag an "*Dominus vobiscum.*"

Go raiḃ an Tiġearna maille linn uile, agus maille leat, agus go g-cóṁnuiġiḋ a ġrás againn go bráṫ. Amen.

## Ag na h-Oráideaċaiḃ.

A Ḋia ṡíorruiḋe uileċúṁaċtaiġ, impiġmíd go h-úṁal ort, deonuiġ feuċain air an g-cóṁṫionól so, agus taḃair aire ṫrócaireaċ do na h-urnuiġṫiḃ a tá 'gá g-cur dod' láṫair in ainm d'Eaglaise go h-iomlán, tré ṡruṫólaṁ do ṡagairt, air ár son-ne, do ṗobul. Gaḃ leo in onóir dod' ainm agus ċum maiṫeasa d'ár n-anaṁnaiḃ, agus taḃair dúinn, as ucṫ do ṫrócaire, gaċ uile niḋ riaċtanaċ

ċum caḃarṫa agus ċum coṫuiġṫe ár n-anam agus ár g-corp ad' naoṁ ḟóġnaḋ. Tré Íosa Críost ár d-Ṫiġearna. Amen.

## Ag an Epistil.

A Ṫiġearna Íosa, do ċóṁlíon led' ḃás an níḋ do ṫairrngir fáiḋe an t-Sean-Reaċta; agus fós d'ḟágagainn ins an t-Sácramuint ró ionganṫaiġ so seodċuiṁne air do Ṗáis agus air ar saoraḋ: taḃair dúinn, sírumíd ort, an ġnáṫ-urraim sin do ṫaḃairt do rúindiaṁraiḃ naoṁṫa d'Ḟeola agus d'Ḟola, ionnos go moṫóċamaois ionnainn féin do ġnáṫ toraḋ d'ḟuasgailte, agus go d-taisbéanfamaois in ár m-beaṫa gur deisciobail duitse sinn agus gur ṫusa ár d-teagasgṫóir. Amen.

Buiḋeaċas le Dia.

## Tar éis na h-Epistle.

Is ionganṫaċ d'Ainm, a Ṫiġearna, air feaḋ an doṁain. Beannóċad ṫu,

a Ṫiġearna, ins an uile am : beiḋ do molaḋ in mo ḃeul do ġnáṫ. Bí-se ċoiḋċe ad' Ḋia agus ad' ḋídean dam. Ionnat-sa cuirfead mo ṁuiniġin. Ná mearuiġṫear me ċoiḋċe.

## Ag an "*Munda cor meum.*"

Glan mo ċroiḋe agus mo ṗusa, a Ḋia uileċúṁaċtaiġ, do ġlan pusa an ḟáiḋ Isaias le h-aiṫinne, agus deónuiġ, tré do ṫrócaire ġrásaṁail, me do maiṁġlanaḋ ionnos go n-éisṫfinn mar is cóir led' Soisgeul naoṁṫa. Amen

## Ag an Soisgeul.

A Ḋia ṫrócairiġ, le naċ leor sinn do ṫeagasg tré d'ḟáiḋiḃ agus tré d'Apstolaiḃ, aċt do ḋeonuiġ fós labairt linn tré d'Aon Ṁac Iosa Críost ár Slánuiġṫeoir, noċ do ṫáinic anuas ó neaṁ ċum sinn do ṫeagasg in gaċ fírinne, agus a tá fós d'ár d-teagasg go laeṫeaṁail tré na Soisgeulaiḃ naoṁṫa; tabair dam grása ionnos naċ m-beiḋinn faill-

iġeaċ in aon ċúram riaċtanaċ ċum teagasg d'fáġail ad' fírinnib slánuiġṫe ; go m-beiḋinn ċóṁ díċċiollaċ ċum soċair m'anama a's a táim i d-taoib mo ċoirp. Biḋeaḋ riaġla do Ṡoisgéil ag stiuruġaḋ mo ḃeaṫa, ionnos naċ é aṁáin go m-b' eol dam do ṫoil, aċt fós go n-déanfainn í, go g-cóiméadfainn d'aiṫeanta, agus go leanfainn coiḋċe ṫusa aṁáin, an t-Sliġe, an Fírinne, agus an Beaṫa. Amen.

Ṁolaḋ ḋuit, a Ċríost.

## Ag an g-Cré.

Creidim in aon Dia, an t-Aṫair uileċuṁaċtaċ, déantóir neiṁe agus talṁan, na neiṫeaḋ uile so-faicsiona agus do-faicsiona. Agus in aon Tiġearna Iosa Criost, éinġein Mic Dé, agus do rugaḋ ó'n Aṫair roiṁ an uile ṡaoġal ; Dia ó Ḋia ; Solus ó Solus ; Ḋia fíre ó Ḋia fíre. Geinte ní déanta, i g-cóiṁbríġ leis an Aṫair le a rinneaḋ

na h-uile neiṫe. An té air ár son-ne na daoine, agus air son ár slánuiġṫe do ṫáinic anuas ó neaṁ. Agus do h-ionċolnuiġeaḋ trés an Spiorad Naoṁ ó Ṁuire Óiġ; AGUS DO RIĠNEAḊ IN A ḊUINE, do ceusaḋ ḋúinn mar an g-céadna faoi Ṗoint Ṗíoláid, d'fulaing agus do h-aḃlacaḋ. Agus d'eiséirig an treas lá do réir na Sgríḃinne. Agus do ċuaiḋ suas air neaṁ; suiġeas air ḋeis an Aṫar. Agus atá le teaċt arís maille le glóir ċum breiṫ do ṫaḃairt air ḃeoḋaiḃ agus air ṁarḃaiḃ; air a ríġeaċt súd ní ḃeiḋ críoċ. Agus san Spiorad Naoṁ, Tiġearna agus tioḋlactóir na beaṫa do ṫig ó'n Aṫair agus ó'n Mac. An te, mar aon leis an Aṫair agus leis an Mac, dá d-tugṫar aḋraḋ agus coṁġlóir; do laḃair tré na faiḋiḃ. Agus in aon Eaglais naoṁṫa, Ċatoilice, Apstolḋa. Adṁuiġim aon Ḃaisde ċum maiṫṁeaċais na b-peacaḋ. Agus ata dóċṫas agam le h-eiséirġe na marḃ agus beaṫa an t-saoġail le teaċt. Amen.

## Ag an Toirḃirt.

A Aṫair naoṁṫa, a Ḋia uileċuṁaċtaiġ síorruiḋe, deonuiġ gabáil leis an íoḋbairt fíor-ġlan so, noċ ṫoirḃirimíd duit a Ḋia ḃí, a Ḋia fíre, air son ár b-peacaḋ, ár g-cionnta, ár ḃ-faillīġe do-áiriġṫe; air son a ḃ-fuil annso i láṫair, agus fós air son na g-creidmeaċ, beo agus marḃ, ionnus go m-beiḋeaḋ sí tairḃeaċ daṁsa agus dóiḃsean ċum slánuġaḋ d'fáġail gus an m-beaṫa síorruiḋe. Amen.

## Ag cur fíona agus uisge 'san g-Corn.

A Ḋia, do rinne mórḋaċt an ċinéil daonna do ċruṫuġaḋ i moḋ iongantaiġ, agus d' aṫruġaḋ i moḋ is iongantaiġe fós, tabair dúinne tré ḋiaṁarún an uisge agus an fíona so ḃeiṫ rannṗáirteaċ a g-cineul diaḋa an té d'aontuiġ ḃeiṫ rannṗáirteaċ in ár g-cineul daonna-ne, Íosa Críost, do Ṁac, ár d-Tiġearna a ṁaireas agus a riaġluiġeas mar aon leat-sa in aondaċt an Spioraid Naoiṁ, tré saoġal na saoġal. Amen.

## Ag toirḃirt an Ċuirn.

Toirḃirmid duit, a Ṫiġearna, corn na slánuiġṫe ag atċuingeaḋ air do ṫrócaire a ḋul suas i láṫair do Ṁórḋaċta ḋiaḋa, mar ḃoltanas cúṁra, ċum ár slánuiġṫe, agus ċum slánuiġṫe an doṁain go h-uile. Amen.

I spiorad na h-úṁlaċta agus le croiḋe coṁḃrúiḋte glac sinn, a Ṫiġearna, agus go n-déantar ár n-íoḋḃairt-ne ad raḋarc andiu ionnos go m-buḋ taiṫneaṁaċ leat í, a Ṫiġearna Dia.

Tar, a Naoṁuiġṫeoir, a Ḋia ṡíor-ruiḋe uileċuṁaċtaiġ, beannuiġ an íoḋḃairt so ullṁuiġṫe dod' ainm naoṁṫa.

## Ag an "*Lavabo.*"

Ṫusa, a Ṫiġearna Íosa, do ḋeonuiġ cosa do ḋeisciobal do niġe sul fuaradar cuireaḋ ċum do ḃóird naoṁṫa; niġ sinn-ne, mar an g-ceudna, impiġmíd ort, ó támaoid i láṫair ag an m-bórd naoṁṫa ceudna; agus ní h-iad

ár g-cosa aṁáin, aċt ár g-croiḋṫe, agus ár n-anamna go h-iomlán, ionnos go m-beiḋmís neiṁċionntaċ agus fíor-ġlan aḋ' raḋarc-sa. Amen.

Ag an "*Suscipe.*"

Glac, a Ṫríonóiḋ naoṁṫa, an íoḋbairt so a ġníḋmíḋ duit-se i g-cuiṁniuġaḋ Páise, Eiséirġe, agus Deasgabála Íosa Críost, ár Slánuiġṫeora, agus in onóir Muire Beannuiġṫe síor-Óiġe, naoiṁ Eoin Baiste, Peadair agus Póil, Naoim Pádraic, agus na Naoṁ uile, ionnos go raċaḋ sí ċum a n-onóra-san agus ċum ár slánuiġṫe-ne, agus go nguiḋfeaḋ siad air neaṁ air ár son-ne noċ ḋéanas cuiṁniuġaḋ orra air an talaṁ. Tré an g-Críost céadna, ár d-Tiġearna. Amen.

Ag an "*Orate fratres.*"

Go ngaḃaiḋ an Tiġearna óḋ' láṁaiḃ an íoḋbairt so, ċum molta agus glóire a ainme féin, ċum ár d-tairḃe-ne, agus ċum tairḃe a Eaglaise naoṁṫa uile. Amen.

## Ag na "*Secreta.*"

Éist go trócaireaċ, a Ṫiġearna, lem' urnuiġe agus léig dom' éiġeaṁ teaċt dod' láṫair. Ṫusa do ġaḃ le Peadar agus le Muire Maġdalan d'éis a n-deor; ṫusa a ḋeanas fíreun don' neiṁ-fíreun, agus do ḃeireas beaṫa do na marḃaiḃ, tóg suas ó ḃás anpeacaiḋ mé ċum beaṫa na ngrás, taḃair sroṫa deor dom' ṡúiliḃ ionnos go g-caoinfinn, maille le Íosa, mo loċta? Taḃair dam beaṫa na ngrás aḃus agus beaṫa na glóire ṫall. Tré Íosa Críost ár d-Ṫiġearna. Amen.

## Ag an Reaṁráḋ.

Is fíor-ioṁċuḃaiḋ, cóiṁtrom, ceart agus tairḃeaċ ċum slánuiġṫe, go d-taḃarfamaois do ṡíor agus in gaċ uile áit altuġaḋ ḋuit, a Ṫiġearna naoṁṫa, a Aṫair uileċúṁaċtaiġ, a Ḋia ṡíorruiḋe, tré Íosa Críost, ár d-Ṫiġearna, tré a molann na h-Aingil do Ṁórḋaċt; aḋrann na Ṫiġearnais tu; criṫeann na Cúṁaċta ad' láṫair: aḋmolann na

Flaiṫis agus sluaiġṫe na b-Flaiṫeas do Naoṁ-Ainm le h-aon ġáirdeaċas coitċionn. Impiġmíd ort ár ngoṫa d' éisteaċt i measg a n-aḃrán ag ráḋ: Is Naoṁṫa, Naoṁṫa, Naoṁṫa an Tiġearna Dia na sluaġ. Tá neaṁ agus talaṁ líonta ded' ġlóir: Hósanna ins na h-árdaib. Is beannuiġṫe an té ṫigeas in Ainm an Tiġearna. Hósanna ins na h-árdaib.

## Ag an g-Canóin.

Uime sin guiḋmíd agus sírimíd ort go h-úṁal, a Aṫair ro ṫrócaraiġ, tré Íosa Críost, do Ṁac, ár d-Tiġearna, go n-aontóċá na tabartais, na tioḋlaicṫe, na h-Íoḋbarṫa naoṁṫa neaṁ-ṫruailliġṫe so do ġlacaḋ, noċ ṫoirḃirmíd duit air son do naoṁ-Eaglaise Catoilice: Caoṁuiġ, cosain, riaġluiġ i síoċáin í air feaḋ an doṁain, mar aon le n-ár Naoṁ Aṫair, an Pápa, ár n-Easbog, agus na fíor-Ċreidmeaċaib go h-uile.

## Ag Cuiṁniuġaḋ na m-Beo.

A Ṫiġearna ṁóir ṁaiṫ bí ċuiṁneaċ

orrainn-ne a ṫoirḃireas an naoṁ-aḃlann so ḋuit tre láṁaiḃ do ṡagairt. Bí trócaireaċ orrainn a tá annso i láṫair, agus orrṫa-sa naċ b-fuil i láṫair [guiḋ ann so air do ḃeoḋaiḃ féin]; óir toirḃrimíd an íoḋḃairt ionṁolta so air ár son féin agus air a son-san ċum sláinte, agus ċum slánuiġṫe ár n-anam agus ár g-corp, ċum sealḃ do ġeallaṁuin d'ḟáġail, a ḟíor-Ḋia síorruiḋe ṁarṫanaiċ.

I g-comaoin agus i n-dil-ċuiṁne air an Síor-Óiġ ġlórṁair Muire Máṫair ár d-Tiġearna Dia Íosa Críost; mar an g-céadna air do naoṁ-Apstolaiḃ agus Mairtíreaċaiḃ Peadar agus Pól; air naoṁ Pádraic, agus air na naoṁaiḃ go h-uile, tré n-a mórluaiḋeaċt agus a nguiḋe, sírimíd ort go n-aontóċá dúinn-ne beiṫ cosanta i g-cóṁnuíġe agus 'san uile niḋ le congnaṁ do ċoiṁirce. Tré Íosa Críost ár d-Tiġearna. Amen.

Ag an g-Coisriceaḋ.

A Ṫiġearna, Dia do ċruṫuiġis gaċ

uile niḋ ar neiṁ-niḋ le do ḃraṫair uile-ċúṁaċtaċ, aṫruiġ leis an m-ḃraṫair céadna an t-arán agus an fíon so i ḃ-Feoil agus i ḃ-Fuil do Ṁic gráḋaiġ, Íosa Críost, ár d-Tiġearna, an té an oiḋċe sul d'ḟulaing sé, do ġlac arán in a láṁaiḃ naoṁṫa urramaṁaċa, agus a ṡúile air n-a n-iompóġaḋ suas ċum na ḃ-flaiṫeas, ag breiṫ buiḋeaċais leatsa, a Aṫair uileċúṁaċtaċ, do ḃeannuiġ, doḃris, agus do ṫug d'a ḋeisgioblaiḃ é, ag ráḋ " Glacaiḋ agus itiḋ, óir: IS É SO MO ĊORP-SA."

## Ag an Árdúġaḋ.

A Ċuirp Ċríost, aḋraim ṫu.

A Ċuirp Ċríost, geinte o'n Óiġ, tógṫa suas air an g-Crois, agus anois tógṫa suas idir láṁaiḃ an t-sagairt, aḋraim agus gráḋuiġim ṫu le mo ċroiḋe go h-iomlán, lem' anam go h-iomlán, lem' neart go h-iomlán, agus le m'intinn go h-iomlán. A Íosa ṁilis ṫrócairiġ, A Íosa, a Ṁic na Maiġdine Muire, beannuiġ mé ;

agus tabair tú féin dam anois agus air uair mo ḃáis. Amen.

A Íosa, gráḋuiġim tu.

## Ag Coisriceaḋ an Ċuirn.

Mar an g-céadna do ġlac Íosa an corn in a láṁaiḃ naoṁṫa, agus ag breiṫ buiḋeaċais le n-a Aṫair, do ḃeannuiġ é agus do ṫug d' a ḋeisgioblaiḃ é ag ráḋ "glacaiḋ agus ibiḋ uile de so, óir IS É SO CORN M'ḞOLA-SA de'n Tiomna Nuaḋ síorruiḋe; diaṁarún an Ċreidiṁ, a doirtfear díḃse agus do ṁórán ċum maiṫeaṁnais na b-peacaḋ."

## Ag Árduġaḋ an Ċuirn.

A Ḟuil Íosa, aḋraim tu.

A Ḟuil naoṁṫa, do ṡíl ó ċreuċtaiḃ mo Ṫiġearna air an g-Crois, aḋraim, agus gráḋuiġim tu.

A Ḟuil ionáḋarṫa Íosa a doirteaḋ ċum peacaiḋ an doṁain do sgrios amaċ, níġ mo ċroiḋe agus m' anam o'n uile ṡal peacaiḋ.

## Tar éis an Árdoiġṫe.

Is anois, a Ṫiġearna, le croiḋṫiḃ buí-ḋeaċa, agus i g-cuiṁniúġaḋ Fulaing, Báis, Eiséirġe, agus Deasgabála ár d-Tiġearna Íosa Críost toirḃirmíd dod' Árdtiġearnas an Corp do ḃris sé agus an Fuil do ḋoirt sé, ċum buiḋeaċas do ṫaḃairt duit do ṫaoiḃ na h-aḃlainne fíor-ġlaine, na h-aḃlainne naoṁṫa, ba toil leat do ṫaḃairt dúinn ċum ár soláir agus ár sóiġ; agus arís airson na d-tioḋlacaḋ agus na ngrása eile do ḃronnais orrainn-ne.

Sírimíd ort go h-umal, a Ḋia uile-ṫrócairiġ, go m-beiḋmís-ne agus gaċ aon eile a ḃíḋeas rannpáirteaċ in íoḋḃairt agus i Sacramuint Coirp agus Fola Íosa Críost, líonta de gaċ grása agus beannaċt neaṁḋa 'san m-beaṫa so agus rannpáirteaċ ad' ġlóire 'san m-beaṫa le teaċt. Trés an Íosa Críost céadna ár d-Tiġearna.

## Ag Cuiṁniuġaḋ na Marḃ.

Bí cuiṁneaċ, a Ṫiġearna, air

anamnaiḃ d' ḟíreun d' imṫiġ roṁainn le comarṫa creidiṁ, agus a ċodlas i g-codlaḋ na síoċána: [guiḋ annso air do ṁarḃaiḃ féin.] Dóiḃ sin, a Ṫiġearna, agus do gaċ aon eile ċodlas i g-Críost, táḃair áit fuaraiḋ, soillse, agus síoċána. Tré an g-Críost céadna ár d-Ṫiġearna. Amen.

Ag an "*Nobis quoque peccatoribus.*"

Mar an g-céadna ḋúinne na peacaiġ do ḟoġantiġ féin, le muiniġin in iomadaṁlaċt do ṫrócaire, impiġmíd ort, taḃair dúinn cuid agus coṁluadar éigin leo' Apstolaiḃ agus leo' Ṁairtíriḃ, le Eoin agus Steapán, leo' Coimḟeasóiriḃ agus leo' Oiġiḃ, le Pádruic agus le Briġid; agus le do Naoṁaiḃ uile. Aṫċuingimíd ort sinn do léigean in a g-cuideaċta, ní ag taoḃaḋ le n-ár n-deaġ oibreaċaiḃ aċt le do saor-ṁaiṫeaṁnas-sa. Tré Íosa Críost ár d-Ṫiġearna.

An té, a Ṫiġearna, tré a n-déanair do ġnáṫ na neiṫe maiṫe uile so do

ċruṫuġuḋ, do ċoisriceaḋ, do ḃeoḋuġaḋ, do ḃeannuġaḋ, agus do ṫaḃairt dúinn-ne. Trídsean, agus leissean agus annsan, is duit-se, a Ḋia, Aṫair uile-ċuṁaċtaiġ in aondaċt an Spioraid Naoiṁ, an uile onóir agus an uile glóir: tré ṡaoġal na saoġal. Amen.

Ag an "*Pater Noster.*"

A Aṫair ṁóir ṁaiṫ giḋ go m-biḋeann a ḟios agat féin cread iad na neiṫe atá d'uireasḃaiḋ orrainn sul iarramaoid ort iad, déanfamaoid ár n-urnuiġṫe ċugat mar d'órduiġ do Ṁac muirneaċ ḋuinn, ag ráḋ: Ár n-Aṫair, a tá air neaṁ, go naoṁṫar d' ainm. Go d-tigiḋ do ríġeaċt. Go n-déantar do ṫoil air an talaṁ mar déantar air neaṁ. Ár n-arán laeṫeaṁail tabair dúinn andiu. Agus maiṫ ḋúinn ár b-fiaċa mar ṁaiṫimíd-ne d'ár b-feiċeaṁnaiḃ féin. Agus ná léig sinn i g-caṫuġaḋ. Aċt saor sinn ó olc. Amen.

Saor sinn, a Tiġearna, síruimíd ort, ó'n uile olc a tá ṫarainn, a tá i láṫair,

no, a tá le teaċt; agus tré eadar-ġuiḋe na síor-Óiġe beannuiġṫe glórṁaire Muire, Máṫair Dé, na naoṁ-Apstol, Peadar agus Pól; naom Pádraic agus na naoṁ go h-uile, tabair, go trócaireaċ, síoċáin in ár laeṫiḃ, ionnos tré ċóḃair do ṫrócaire go m-beiḋmís do ġnáṫ saor ó'n b-peacaḋ, agus coiṁéadta ó'n uile ḃuaiḋirt. Trés an Íosa Críost céadna ár d-Tiġearna, do Ṁac-sa, a ṁaireas agus a riaġluiġeas mar aon leat-sa in aondaċt an Spioraid Naoiṁ, le saoġal na saoġal. Amen.

## Ag an "*Agnus Dei.*"

A Uain Dé ṫógas peacaiḋ an doṁain, déan trócaire orrainn.

A Uain Dé, ṫógas peacaiḋ an doṁain; déan trócaire orrainn.

A Uain De, ṫógas peacaiḋ an doṁain; tabair síoċáin dúinn.

A Ṫiġearna Íosa Críost, a duḃairt le d'Apstolaiḃ "Ḟágaim síoċáin agaiḃ,

do ḃeirim mo ṡíoċáin féin daoiḃ;" ná mear mo ṗeacaiḋ-sa aċt creideaṁ d'Eaglaise, agus tabair dí an t-síoċáin agus an aondaċt noċ is taitneaṁaċ leo' ṫoil.

A Tiġearna Íosa Críost, Ṁic Dé ḃí, noċ do réir tola d' Aṫar, ṫug beaṫa do'n doṁan leo' ḃás féin, tré ċoṁoibriuġaḋ an Spioraid Naoiṁ, saor mise, tríd so do Ċorp agus d' Ḟuil ro naoṁṫa óm' eugcóir uile agus ó'n uile olc; agus cuir d'ḟiaċaiḃ orm ceangal dod' aiṫeantaiḃ do ṡíor, agus ná léig dam sgaraḋ leat go bráṫ.

Ná léig do ċaiṫeaṁ do Ċorp, a Tiġearna Íosa Críost, noċ tá súil agam do ġlacaḋ, iompóġaḋ ċum mo ḃreiṫeaṁnais ná ċum mo ḋaorṫa, aċt tréd' ṫrócaire go m-buḋ cosaint agus léiġeas intinne agus coirp dam é. Tusa a ṁaireas agus riaġluiġeas maille le Dia, an Aṫair, in aondaċt an Spioraid Naoiṁ, tré ṡaoġal na saoġal. Amen.

Ag an "*Domine non sum dignus.*" Glacfad an t-arán neaṁḋa noċ ḃeirear beaṫa do'n doṁan, agus glaoḋfad air ainm an Tiġearna.

Maille le h-uṁluiġeaċt, ṁóir abair mar so ṡíos fá ṫrí, ag bualaḋ d' uċta gaċ aon ḟeaċt.

A Ṫiġearna ní fiú mé go d-tiocfá-sa isteaċ faoi mo ċleiṫ; aċt aṁáin abair an focal agus slánóċar m'anam.

Ag caiṫeaḋ an Coirp Críost do'n t-sagart abair:

Go n-déanaiḋ Corp ár d-Tíġearna Íosa Críost d'anam-sa agus m'anam-sa do ċoiṁeud ċum na ḃeaṫa síoruiḋe Amen.

Nuair glacann an sagart an corn in a láiṁ, abair:

Cread an cúitiuġaḋ do ḋeanfad leis an Tiġearna air son gaċ a d-tug sé ḋam? Glacfad corn an t-slánuiġṫe agus glaoḋfad air ainm an Tiġearna. Ag molaḋ ḋam glaoḋfad air an d-Tiġearna, agus slánóċar me om' náiṁdiḃ.

Ag caiṫeaḋ na fola naoṁṫa do 'n t-sagart, abair:

Go n-déanaiḋ Fuil ár d-Tiġearna Íosa Críost d'anam-sa agus m'anam-sa do ċoiṁeud ċum na beaṫa síoruiḋe. Amen.

## An Ċumaoin Spioradálta.

A Íosa, creidim go b-fuil tu i láṫair, ins an t-Sacramuint naoṁṫa so. Gráḋuiġim ṫu os cionn gaċ uile niḋ: baḋ ṁian liom do ġlacaḋ i steaċ in m'anam; aċt de ḃriġ naċ féidir liom ṫu do ġlacaḋ anois ins an t-Sacramuint, tar ċugam in mo ċroiḋe go spioradálta. Tar, a Ṫiġearna Íosa, tar. Táṫuiġim me féin leat aṁail agus dá m-beiḋinn d'éis do ġlacṫa. Ná léig dam sgaraḋ leat arís go bráṫ.

Aontuiġ, a Ṫiġearna, an niḋ do ċaiṫeamar le n-ár m-beulaiḃ go nglacfamaoís é le h-intinn ġlain, ionnos go d-tiucfaḋ se ó ḃeiṫ ina ṫioḋlacaḋ aimsiorḋa ċum aḃeiṫ ina leiġeas síoruiḋe, agus deonuiġ gan

aon t-sal peacaiḋ d' ḟuireaċ ion-nam-sa noċ a tá coṫuiġṫe leis an t-Sacramuint ġlain naoṁṫa. Amen.

Tar éis na Comaoine.

A Íosa ṁilis, tabair dúinn rúin-diaṁra neaṁḋa do Ċoirp agus d'Ḟola d'onóruġaḋ air ṁóḋ go moṫóċamaois toraḋ do Ṗáise agus tairḃe na naoṁ-rúindiaṁair so in ár n-anamnaiḃ do ġnáṫ. Amen.

A Íosa ṁilis, sírim ort, tabair dam-sa go trócaireaċ an grás, muna d-tig liom ṫu d'ḟeicsin ins an m-beaṫa ṡoṁarḃṫa so, go ḃ-feicfinn agus go sealḃóċainn ṫu fá ḋeoiġ ad' riġeaċt ġlóṁair. Amen.

A Íosa ṁilis tabair dam-sa, guiḋim ṫu, mairṫainn do réir do ṫeagaisg, agus bás d'ḟáġail ad' ġráḋ. Amen.

An Soisgeul do réir Naoiṁ Eoin.

Ins an tosaċ do ḃí an Briaṫar, agus do ḃí an Briaṫar i ḃ-foċair Dé, agus dob' é Dia an Briaṫar.

Do ḃí so air d-túr i ḃ-foċair Dé. Leis-sean do riġneaḋ na h-uile neiṫe, agus gan é ní ḃ-fuil aon niḋ déanta d'á n-déarnaḋ. Ann-san do ḃí Beaṫa, agus doḃ' í an Beaṫa Solus na n-daoineaḋ: agus soillsiġiḋ an Solus insan dorċadas, agus níor léir leis an dorċadas é. Do cuireaḋ duine ó Dia, d'ár ḃ'ainm Eoin. Ṫáinic an té so mar ḟiaḋnaise, ċum go n-déanfaḋ se fiaḋnaise do'n t-Solus, ionnos go g-creidfidís na h-uile ḋaoine tríd. Níor ḃ'é-sean an Solus aċt do cuireaḋ é ċum fiaḋnaise ḋéanaḋ do'n t-Solus. Doḃ' é-sean an Fíor-Ṡolus, noċ soillsiġeas gaċ duine d'á d-tig air an saoġal so. Do ḃí sé air an saoġal, agus tríd-sean do riġneaḋ an saoġal, aċt níor aiṫin an saoġal é. D'ionnsuiḋe a ċiniḋ féin ṫáinic se, agus níor ġaḃ a ċineaḋ féin ċuca é. Aċt an méid do ġaḃ ċuca é, ṫug sé cúṁaċt dóiḃ ḃeiṫ 'na g-clainn ag Dia, do'n ṁéid a ċreideas in a ainm-sean, naċ ḃ-fuil air n-a ngeineaṁain ó ḟuil, ná ó ṫoil

na colna, ná ó ṫoil fir, aċt ó Dia AGUS DO RIĠNEAḊ ḞEOIL DE'N ḂRIAṪAR, agus do ċóṁnuiġ sé eadrainne, agus ċonacamar a ġlóir-sean, mar ġlóir Ēinġeine an Aṫar, lán de ġrása agus d'fírinne.
Buíḋeaċas le Dia. Amen,

---

## URNUIĠE NAOIṀ IGNATIUS.

A Anam Ċríost, naoṁuiġ me.
A Ċoirp Ċríost, slánuiġ me.
A Ḟuil Ċríost, meisgiġ me.
A Uisge taoiḃe Ċríost, niġ me.
A Ṗáis Ċríost, neartuiġ me.
A Íosa ṁaiṫ, éist liom ;
Ad' Ċreuċtaiḃ sa, foluiġ me ;
Ná léig dam sgaraḋ leat ;
Air an náṁaid nimneaċ, cuṁduiġ me;
Air uair mo ḃáis, goir me,
Agus aiṫin dam teaċt ċugat.
Ionnos go molfainn ṫu mar aon leo' naoṁaiḃ.
Tré ṡaoġal na saoġal. Amen.

# SEAĊT SAILM NA H-AIṪRIĠE.

---

## Dia Doṁnaiġ.

### Salm 6.

A Ṫiġearna, ná h-imḋeairg me in do ċúṫaċ, agus ná smaċtuiġ me in d'ḟeirg.

Déan trócaire orm, a Ṫiġearna, óir táim lag: léiġis me, a Ṫiġearna, óir tá mo ċnáṁa buaiḋearṫa.

Agus tá m'anam buaiḋearṫa go ró-ṁór: aċt tusa, a Ṫiġearna, cá fad?

Iompuiġ, a Ṫiġearna, saor m'anam: slánuiġ me air son do ṫrócaire.

Óir ins an m-bás, ní ḃ-fuil aon neaċ cuiṁneaċ ort: agus cia aideoṁas duit i n-ifrionn?

Do ṡaoṫruiġeas in mo ċneadaċ, niġfead mo leaba gaċ oiḋċe: fliuċfad m'iomḋuiġ lem' ḋeoraiḃ.

Tá mo ṡúil buaiḋearṫa tré ċúṫaċ: do ċuaḋas in aois i measg mo náṁad uile.

Imṫiġiḋ uaim sibse uile a luċt déanta na h-eugcóra: óir ċualaiḋ an Tiġearna guṫ mo ġola.

Ċualaiḋ an Tiġearna m'aṫċuinge: ġaḃ an Tiġearna lem' urnuiġe.

Biḋeaḋ náire air mo náiṁdiḃ uile, agus bíḋís buaiḋearṫa go h-an-ṁór: fillṫear air a n-ais iad, agus biḋeaḋ náire orra-san go h-an-luaṫ.

Glóir do'n Aṫair, &c.

## Dia Luain.

### Salm 31.

Is beannuiġṫe an drong d'á ḃ-fuil a g-cionnta air n-a maiṫeaṁ, agus a b-peacaiḋ air n-a ḃ-folaċ.

Is beannuiġṫe an té naċ g-cuir-eann an Tiġearna peacaḋ in a leiṫ, agus ag naċ ḃ-fuil cealg in a spiorad.

Do ḃriġ go raiḃ me am' ṫost, d'ḟás mo ċnáṁa foirfe: an fad d'éiġ me air feaḋ an lae uile.

Óir do ḃí do láṁ go trom orm do ló agus d'oiḋċe: iompuiġṫear me am' ċráḋ feaḋ do ḃi an dealg dam gniġṫe.

D'aḋmuiġeas mo ṗeacaḋ duit-se, agus níor ḟoluiġeas m'éigceart.

Dúḃairt me: aideoṁad am' aġaiḋ féin m'éigceart do'n Tiġearna: agus do ṁaiṫ tusa urċóid mo ṗeacaiḋ.

Air an aḋḃar sin, guiḋfiḋ gaċ aon a tá naoṁṫa ċu go tráṫaṁail.

Agus go deimin i d-tuile mórán uisgeaḋ, ní ṫiocfaid i ngar dó.

Is tu mo ḋídean ó'n m-buaiḋreaḋ a ṫáinic dom' ṫimċioll: is tu mo ġáirdeaċas, saor me o'n luċt a ṫig fá g-cuairt am' ṫimċioll.

Béarfaiḋ me tuigsin duit, agus teagasgfad ṫu ins an t-sliġe in a raċaiḋ tu: socróċaiḋ me mo ṡúile ort.

Ná biḋiḋ mar an eaċ ná mar an múille ag naċ b-fuil tuigsin.

Le beulṁaċ agus le srian ceangail a ngéill-sean go dian, naċ d-tig i ngar duit.

Is iomḋa doilġíosa an ṗeacaiġ, aċt tiocfaiḋ trócaire i d-timċioll an té ċuireas a ḋóċċas ins an Tiġearna.

A ḟíreuna, biḋeaḋ luaṫġáire oraiḃ, agus déanaiḋ gáirdeaċas ins an Tiġearna, agus déanaiḋ glóir, siḃ-se uile a tá díreaċ i g-croiḋe.

Glóir do'n Aṫair, &c.

## Dia Mairt.

Salm 37.

A Ṫiġearna, ná h-imḋeairg me in do ċúṫaċ, agus ná smaċtuiġ me in d'ḟeirg.

Oir tá do ṡaiġde daingniġṫe ionnam: agus tá do láṁ go láidir orm.

Ní ḃ-fuil sláinte in m'ḟeoil, mar ġeall air d'ḟeirg: ní ḃ-fuil síoṫċáin dom' ċnáṁaiḃ, mar ġeall air mo ṗeacaiḋiḃ.

Oir ċuaiḋ m'euġcóra ós mo ċeann: agus mar ualaċ trom déantar trom orm iad.

Tá mo ċneaḋa morguiġṫe, loḃṫa, mar ġeall air mo leiṁe.

Déantar dona me, táim air mo ċromaḋ síos go d-tí an deireaḋ: do

ṡiuḃalas go doilġíosaċ air feaḋ an lae uile.

Óir tá mo ṡliasda líonta do ḟaoiltiniḃ: agus ní ḃ-fuil falláine air biṫ in m'ḟeoil.

Táim buaiḋearṫa agus úṁluiġṫe go ró ṁór: d'uaill me le cneadaċ mo ċroiḋe.

A Ṫiġearna, tá m'uile ṁian ós do ċóṁair: agus ní ḃ-fuil mo ċneadaċ oluiġṫe ort.

Tá mo ċroiḋe buaiḋearṫa, do ṫréig mo neart me: agus fós ní ḃ-fuil solus mo ṡúl agam.

Do ḋruid mo ċáirde agus mo ċóṁ-ursanna am' aice, agus ṡeasadar am' aġaiḋ.

Agus ṡeasadar i ḃ-fad uaim an luċt do ḃí i ngar dam: agus do rinneadar foiréigean an luċt d'iarr m' anam.

Agus laḃradar neiṫe díoṁaoine an drong d'iarr olc dam: agus smuaineadar cealga air feaḋ an lae uile.

Aċt mise, aṁail duine boḋar, níor

ċualas: agus amail duine balḃ naċ ḃ-fosglann a ḃeul.

Agus mar so, déantar me mar ḋuine naċ g-cluineann: agus ag naċ ḃ-fuil aċṁusán in a ḃeul.

Óir is ionnat-sa, a Ṫiġearna, do ċuireas mo ḋóċas: cluinfiḋ tu me, a Ṫiġearna, mo Ḋia.

Óir duḃras: d'eagla go n-déanfaḋ mo náiṁde gáirdeaċas orm: agus an feaḋ corruiġtear mo ċosa, laḃraid neiṫe móra am' aġaiḋ.

Óir táim ullaṁ do ḋoilġíosaiḃ: agus tá mo ḃrón ós mo ċóṁair do ġnáṫ.

Óir foillseoċad m'eugcóir: agus smuainfead air mo ṗeacaiḋ.

Aċt mairid mo náiṁde, agus táid níos láidire ioná mise: agus táid air n-a n-iomaduġaḋ, aig a ḃ-fuil fuaṫ orm go h-eugcóraċ.

An luċt do ḃeir olc air son maiṫeasa, riġneadar iṫiomráḋ orm: de ḃriġ gur leanas an ṁaiṫeas.

Ná tréig me, a Ṫiġearna, mo Ḋia: ná h-imṫiġ uaim.

Claon ċum mo ċonganta a Ṫiġearna, Dia mo ṡlánuiġṫe.
Glóir do'n Aṫair, &c.

Dia Céadaoine.

Salm 50.

Déan trócaire orm, a Ṫiġearna, do réir do ṫrócaire móire.

Agus do réir iomadaṁlaċta do ṫruaiġṁéile, sgrios amaċ m'eugcóir.

Niġ me níos mó fós óm' eugcóir: agus glan me óm' ṗeacaḋ.

Óir is fios dam m'eugcóir, agus tá mo ṗeacaḋ ós mo ċóṁair do ġnáṫ.

Ad' aġaiḋ-se aṁáin do ṗeacuiġ me, agus ad' láṫair do riġneas an t-olc: ċum go m-beiḋṫeá fíreunta in do ḃriaṫraiḃ, agus go m-béarfá buaiḋ 'nuair breaṫnuiġṫear ṫu.

Óir feuċ, is in eugcóir do cumaḋ me: agus i b-peacaiḋiḃ do ġaḃ mo ṁáṫair i m-broinn me.

Óir feuċ, do ġráḋuiġis an fírinne: riġnis soilléir dam neiṫe neiṁċinnte agus foluiġṫe d'eagna.

Croiṫfiḋ tu iosóip orm, agus beiḋ-

ead glanta: niġfiḋ tu me, agus beiḋead níos gile ioná an sneaċta.

Béarfair dom' éisteaċt gáirdeaċas agus áṫas: agus na cnáṁa do ḃí úṁluiġṫe, déanfaid gáirdeaċas.

Iompuiġ d' aġaiḋ óm' ṗeacaiḋiḃ: agus sgrios amaċ m'eugcóra uile.

Cruṫuiġ croiḋe glan ionnam, a Ḋia: agus aṫnuaḋ spiorad ceart in m' inniġiḃ.

Ná teilg me seaċad óḋ' aġaiḋ: agus ná beir do naoṁ-spiorad uaim.

Aisig dam áṫas do ṡlánuiġṫe: agus neartuiġ me le spiorad iomlán.

Teagasgfad do ṡliġṫe do na daoiniḃ neiṁ-ḟireunta: agus iompóċar an luċt malluiġṫe ċugat.

Saor me ó ḟuil, a Ḋia, Ḋia mo ṡlánuiġṫe: agus molfaiḋ mo ṫeanga do ċeart ós árd.

A Ṫiġearna, foisgeolaiḋ tu mo ṗusa: agus foillseoċaiḋ mo ḃeul do ṁolaḋ.

Oir dá m-baḋ ṁian leat íoḋḃairt, go ḋeiṁin do ṫaḃarfainn í: ní ḃeiḋ taiṫneaṁ agat in íoḋḃarṫaiḃ loisgṫe.

Is íoḋbairt do Ḋia spioraḋ cóṁ-ḃuaiḋearṫa: ní ṫarcuisneoċaiḋ tu croiḋe brúiġte, úṁluiġṫe, a Ḋia.

Déan go cáirdeaṁail le Síon in do ḋeiġ-ṁéin, a Ṫiġearna: ionnos go g-cuirfiḋe suas ballaiḋ Iarusalem.

Ann sin gaḃfaiḋ tu le h-íoḋbairt an ċirt, le toirḃearṫaiḃ, agus le h-íoḋbarṫaiḃ uile-loisgṫe: ann sin leagfaiḋ siad laoiġ air d'altóir.

Glóir do'n Aṫair, &c.

Dia Ḋardaoin.

Salm 101.

A Ṫiġearna, éist lem' urnuiġe: agus tigeaḋ m'éiġeaṁ ċugad-sa.

Ná h-iompuiġ d'aġaiḋ uaim: cia b'é lá air biṫ in a m-beiḋ me i m-buaiḋreaḋ, claon ċugam do ċluas.

Cia b'é lá air biṫ ġoirfiḋ me ort, éist liom go luaṫ.

Óir do ṫearnuiġ mo laeṫe mar ḋeataċ; agus tá mo ċnáṁa air n-a seargoḋ mar ċonnaḋ

Táim buailte mar ḟeur, agus tá mo ċroiḋe seargṫa: de ḃriġ gur ḋearmaid me m'arán d'iṫe.

Tré ġuṫ mo ċneadaiġ, do ċeangail mo ċnáṁ dom' ċroicionn.

Tá me déanta cosaṁail le caḋan an ḟásaiġ: is cosaṁail me le h-ulċaḃ-ċán ins an tiġ.

Riġne me faire, agus tá me déanta mar ġealḃon 'na aonar air ṁullaċ an tiġe.

D'aiṫis mo náiṁde me air feaḋ an lae uile: agus an drong do ṁol me, ṫugadar mionna am' aġaiḋ.

Oir d'iṫinn luaiṫ mar arán, agus ċóiṁeasgainn mo ḋeoċ le gul.

Mar ġeall air d'ḟeirg agus do ċúṫaċ: óir, iar mo ṫógḃáil suas duit, do ṫeilg tu síos me.

Do ṫeasmuiġ mo laeṫe mar scáil: agus táim seargṫa aṁail feur.

Aċt ṫusa, a Ṫiġearna, mairir do ṡíor: agus do ċuiṁniuġaḋ ó ġeinealaċ go geinealaċ.

Ag eirġe suas déanfair trócaire

air Síon: óir is miṫid trócaire do ḋéanaḋ uirri, óir ṫáinic an t-am.

Óir do ṫaitniġ a cloċa leo' ḟóġantaiġiḃ: agus beiḋ truaiġe aca d'á talaṁ.

Agus beiḋ eagla air na Cineaḋaċaiḃ roiṁ d'ainm, a Ṫiġearna, agus air uile ríġṫiḃ na talṁan roiṁ do ġlóir.

Óir do ṫóg an Tiġearna Síon suas: agus ċíḋfear in a ġlóir é.

D'ḟeuċ sé air urnuiġe na n-úṁal: agus níor ṫarcuisniġ sé a nguiḋe.

Scríoḃṫar na neiṫe so do ġeinealaċ eile: agus na daoine a cruṫóċar, molfaid an Tiġearna.

De ḃríġ gur ḟeuċ sé anuas ó n-a naoṁ-ionad árd: d'ḟeuċ an Tiġearna ó neaṁ air an talaṁ:

Ċum go g-cluinfeaḋ se cneadaċ an luċta a tá i ngéiḃeann: ċum go scaoilfeaḋ sé clann na n-daoineaḋ casgarṫa:

Ionnos go ḃ-foillseoċaidís ainm an Tiġearna i Síon: agus a molaḋ in Iarusalem.

i g-cruinniuġaḋ na b-pobul in éinfeaċt, agus na ríoġ ċum fóġnaḋ do ḋéanaḋ do'n Ṫiġearna.

D'ḟreagair sé é i sliġe a nirt: foillriġ ḋam laiġead mo laeṫeaḋ.

Ná goir me as so i meáḋon mo laeṫeaḋ: tá do ḃliaḋanta ó ġeinealaċ go ġeinealaċ.

Ins an tosaċ, a Ṫiġearna, ḃunáiṫiġis an talaṁ: agus is iad na flaiṫis oibreaċa do láiṁ.

Meaṫfaiḋ siad-san, aċt mairiḋ tusa: agus raċaid uile i g-caiṫeaṁ mar eudaċ:

Agus mar ċulaiḋ déanfair a malairt, agus beiḋid air n-a malairt: aċt is tusa an té ceudna, agus ní ṁeaṫfaiḋ do ḃliaḋanta.

Cóṁnoċaid clann d'ḟóġantaċ: agus díreoċar a síol go bráṫ.

Glóir do'n Aṫair, &c.

## Dia h-Aoine.

### Salm 129.

As na doiṁniḃ d'éiġ me ortsa, a Ṫiġearna: a Ṫiġearna, éist lem' ġuṫ.

Bíḋeaḋ do ċluasa aireaċ ċum goṫa m'aṫċuinge.

A Ṫiġearna, má ṫugann tusa cionnta dod' aire; a Ṫiġearna, cía ḟeassas é?

Oir is agat-sa tá maiṫeaṁnas ceannsa: agus air son do ḋliġe d' ḟeiṫ me ort, a Ṫiġearna.

D'ḟeiṫ m'anam air a ḃriaṫar: do ċuir m'anam dóṫċas ins an Tiġearna.

O ḟaire na maidne fós go d-tí an oiḋċe, bíḋeaḋ dóṫċas ag Israel ins an Tiġearna.

Oir is ag an Tiġearna tá trócaire: agus aige-sean tá fuasglaḋ líonṁar.

Agus fuasgeolaiḋ sé Israel ó n-a ċionntaiḃ uile.

Glóir do'n Aṫair, &c.

## Dia Saṫuirn.

### Salm 142.

A Ṫiġearna, éist lem' urnuiġe: taḃair éisteaċt dom' aṫċuinge in d'ḟírinne: éist liom in d'ḟíreuntaċt.

Agus ná teiḋ i m-breiṫeamnas leo'

ḟóġantaċ : óir ní fíreunfar aon neaċ beo aḋ' fiaḋnaise.

Óir ruiġne an náṁaid géirleanaṁain air m'anam : d'ísliġ se m'anam go d-tí an talaṁ.

Tug se oirm cóṁnuiġe i n-dorċadas mar an dróng a tá marḃ le fada :

Agus tá mo spiorad cráiḋte ionnam ; tá mo ċroiḋe buaiḋearṫa ionnam.

Do ḃí me cuiṁneaċ air na sean-laeṫiḃ, do smuainneas air d'oibreaċaiḃ uile : do smuain me air oibreaċaiḃ do láiṁ.

Do ṡíneas mo láṁa amaċ ċugatsa : tá m'anam mar ṫalaṁ gan uisge ḋuit :

Éist liom go tapaiḋ, a Tiġearna : do leaġ mo spiorad asam.

Ná h-iompuiġ d'aġaiḋ uaim-se : d'eagla go m-beiḋinn cosaṁail leis an luċt a ṫeiḋeas síos ins an log.

Tabair oirm do ṫrócaire do ċlos air maidin : de ḃriġ gur ionnat-sa do ċuireas mo ḋóċas.

Tabair orm an t-sliġe d'aiṫniuġaḋ in a siuḃalfaiḋ me : óir is ċugat-sa d'árduiġeas suas m'anam.

Sgaoil me óm' náiṁdiḃ, a Tiġearna, is ċugat-sa do ṫeiṫeas : múin dam do ṫoil do ḋéanaḋ, óir is tu mo Ḋia.

Treoireoċaiḋ do ḋeaġ-spiorad me go d-tí talaṁ an ċirt : air son d'ainme, a Ṫiġearna, beoḋóċair me in d'ḟíreuntaċt.

Béarfaiḋ tu m'anam amaċ ar anacair : agus in do ṫrócaire léir-sgriosfaiḋ tu mo náiṁde.

Agus sgriosfaiḋ tu amaċ na daoine uile a ċráiḋeas m' anam : óir is mise d'ḟóġantaċ. Glóir do'n Aṫair, &c.



# AN PAIDRÍN.

## An Céad Alt.

### Na Cúig Diaṁairúin Ṡólásaċa.

Is ion-ráiḋte gaċa Luan, a's gaċ Dia-ḋardaoin air feaḋ na bliaḋna agus ó ṫús an Ṫeaċta go Caisġas gaċa Doṁnaċ.

---

In Ainm an Aṫar, agus an Mic, agus an Spioraid Naoiṁ. Amen.

R. A Ṫiġearna, foisgeolaiḋ tú mo ṗusa.

F. Agus foillseoċaiḋ mo ḃeul do ṁolaḋ.

R. Claon ċum mo ċaḃairṫa, a Ḋia.

F. A Ṫiġearna, déan deiṫfir dom' ċongnaḋ.

R. Glóir do'n Aṫair, agus, &c.

F. Mar do ḃí i d-túis, &c.

[I d-tus gaċ aoin Ailt abair mar a tá suas.]

## An Céad Diaṁarún.

## Ioncolnuġaḋ ár d-Tiġearna.

### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san diaṁarún so mar do ḃeannaiġ an t-Aingeal Gabriél d'ár m-bain-tíġearna beannaiġṫe, leis an ngairm "Lán do ġrásaiḃ," agus mar do ḟoillsiġ sé ioncolnuġaḋ ár d-Tíġearna, agus ár Slánaiġṫeóra Iosa Críost.

[Tar éis gaċ léirsmuaininte, abair Paidir, deiċ n-Ave Maria, agus glóir do'n Aṫair, &c.]

### Guiḋmís.

A Naoṁ Ṁuire, a Ríoġan na n-óġ trés an diaṁarún ro ard so ioncolnuiġṫe do Ṁic ionṁuin, ár d-Tíġearna Iosa Críost, lér tionsgnaḋ go séunaṁail ár slánúġaḋ: gnóḋuiġ leo' eadarġuiḋe dúinn solas lerab léir dúinn an tairḃe an-ṁór-so do ḃronn sé orrainn, in ar ċoirḃir dúinn é féin 'na ḋearḃráṫair, agus tusa ad' Ṁáṫair. Amen.

## An Dara Diaṁarún.

## An Fiosruġaḋ.

### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san diaṁarún so, mar do ċuaiḋ an Óiġ Ḃeannaiġṫe Muire, air ḃ-fáġail sgéul ó'n Aingiol a siúr Elisabet a ḃeiṫ trom, go sléiḃṫiḃ Iudeaḋ air cuairt ċuice agus mar d'fan sí trí míosa 'n a foċair.

### Guiḋmís.

A Óiġ Ḃeannaiġṫe, a sgáṫáin ró neaṁċaiḋeaċ na h-úirísleaċta, trés an t-sáirċarṫanaċt do ṫug ort dul ag fiosruġaḋ do ṡiúra naoṁ Elisabet tréd' eadarġuiḋe, faġ dúinn-ne cuairt do Ṁic ró naoṁṫa in ár g-croiḋṫiḃ a móḋ, air m-beiṫ saor ó'n uile ṗeacaḋ dúinn, go molfamaois, agus go d-tiuḃramaois buiḋeaċus dó do ṡíor. Amen.

## An Treas Diaṁarún.

### Geineaṁain ár d-Tiġearna.

### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san Diaṁarún so an t-am do ṫainic am luiġe seoil do'n Óiġ Ḃeannaiġṫe Muire, mar do ruġ ár Slánaiġṫeóir Íosa Críost 'san meoḋan oiḋċe, agus mar do ċuir 'na luiġe in umar é, mar naċ raiḃ ionnad le fáġail aice á d-tíġṫiḃ ósta Ḃeiṫil.

### Guiḋmís.

A Ṁáṫair ró ionruic Dé, trés an nġeineaṁain óiġeaċ luaṫġáireaċ le'r ṫug tú d'aon Ṁac ár Slánuiġṫeoir do'n doṁan, faġ, tréd' eadarġuiḋe, ḋúinn de ġrása, beaṫa coṁ gleoiḋte, naoṁṫa sin a leanaṁuin 'san saoġal-so, go m-buḋ fiú sinn a ḃeiṫ gan stad do oiḋċe agus do ló, ag cánaḋ trócaire agus tairḃe do Ṁic ḋúinn. Amen.

## An Ceaṫraṁaḋ Diaṁarún.

### Toirḃeirt an Leinḃ Íosa.

### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san diaṁarún so mar do ṫoirḃir an Óiġ ró ḃeannaiġṫe Muire an Leanḃ Íosa 'san teampoll, lá a h-ainicṫe, áit in ar ġlac Simeon Naoṁṫa, ag taḃairt buiḋeaċus do Ḋia, idir a ġeugaiḃ, le craiḃṫeaċt ṁóir, é.

### Guiḋmís.

A Ṁaiġdean Naoṁṫa, a ṁaiġistreas ró iongantaċ agus a ṫreóir na h-úṁlaċta, do ṫoirḃir Tiġearna an teampoill ins an teampoll féin: faġ ḋúinn, tré do Ṁac ionṁuin, glóir agus molaḋ a ṫaḃairt dó, mar aon le Simeon Naoṁṫa agus le h-Anna ċraiḃṫeaċ. Amen.

## An Cúigeaḋ Diaṁarún.
## Fáġail an Leinḃ Íosa.
### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san diaṁarún so an tan do ċaill an Óiġ Ḃeannuiġte Muire, agus ní le faillíḋe, a Mac ionṁuin in Ierúsalem, mar do ḃí d'á lorg trí lá, agus fá ḋeóiġ do ḟuair sí é an treas lá 'san teampoll (an aois a ḋá ḃliaḋain déug) 'na suiḋe idir na doċtúiriḃ ag éisdeaċt leo agus ag cur ceisde orra.

### Guiḋmís.

A Óiġ ró Ḃeannaiġte, do ṡáruiġ martíreaċ in ar fulaing tú; agus air a ṡon sin atá ad' ṡólás ag gaċ a ḃ-fuil a n-doilġios: trés an úrġáirdeaċas do-innste do ḋealruiġ do ċróiḋe ag fáġail do Ṁic ionṁuin idir na doċtúiriḃ 'san teampall faġ ḋúinn a iarraḋ agus a ḟaġail ins an eaglais Naoṁṫa, Ċatoilice, agus gan sgaraḋ leis go bráṫ. Amen.

[Abair *"Salve Regina"* agus an urnuiġe a tá 'na ḋiaiġ.]

## An Dara h-Alt.

### Na Cúig Diaṁarúin Doḃrónaċa.

Is ion-ráiḋte gaċ Mairt, agus gaċ Aoine 'san m-bliaġain, agus Dóṁnaiġe an Carġais.

### An Céad Diaṁarún.

### Geurċráḋ ár d-Tiġearna.

### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san diaṁarún so air ḋolás ár Slánuiġṫeóra Íosa Críost a luḃġort Getsemani, agus a ċorp go h-uile foċruġṫe in allus fola do ṡil go talaṁ 'na braonaiḃ aiḃle.

[Tar éis gaċ léirsmuainte, abair Paidir, deiċ n-Ave Maria, agus Glóir do'n Aṫair, &c.]

### Guiḋmís.

A Ṁaiġdean ró naoṁṫa do ṡáruiḋ mairtíreaċ, tré's an urnuiġe dian-teasuiḋe do ḋoirt do Ṁac ionṁuin ċum a Aṫar 'san luḃġort, deónuiġ

eadarġuiḋe air ár son, ionnas go n-déanfamaois sinn féin do ċóṁḟaiṁ-lúġaḋ, agus do ċlaonaḋ do ġnáṫ, agus ins na h-uile neiṫiḃ ċum tola Dé. Amen.

## An Dara Diaṁairún.

### Greadaḋ ár d-Tiġearna.

### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san diaṁairún, so mar do greadaḋ ár d-Tiġearna Íosa Críost go ró ḋiḃfeirgeaċ a d-tíġ Pioláid; uiṁir na m-builleaḋ tugaḋ ḋó ḟáraiġ cúig míle agus oċt g-céad buille, mar do foillriġeaḋ é do Ḃríġid Naoṁṫa.

### Guiḋmís.

A Ṁáṫair, Dé a ṫiobruid bruaċ-lán foiġide trés na builliḋiḃ do ḋeonuiġ d'aon Ṁac dílis d'ḟulaing air ár son, fáġ ḋúinn mar ġrása, fios d' ḟáġail cionnas smaċtoċamaoid ár

g-céadfaḋa míḋílse, agus do ġearrfamaoid amaċ an uile ṡiocair peacaḋ, leis an g-cloiḋeaṁ doilġeasa, agus truaiġe úd do ṫoll d'anam neaṁċaiḋeaċ. Amen.

An Treas Diaṁarún.

Corónuġaḋ ár d-Tiġearna le deilgiḃ.

An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san diaṁarún so mar do rinneadar foġantaiġe ḋiḃreirgeaċa an Diaḃail, coróin deilg-ġéar, agus mar do ḃrúġaḋ síos í air ċeann ró naoṁṫa ár d-Tiġearna Íosa Críost.

Guiḋmís.

A Ṁáṫair ár ḃ-Ḟláṫa suṫain, agus Ríġ na glóire, tré na dealgaiḃ géara ler tollaḋ a ċeann ró naoṁṫa; aṫċuingimíd ṫú gnóṫuiġ (tréd' eadarġuiḋe) ár saoraḋ ó'n uile ċorruiġe uaille, agus i lá an ḃreiṫeaṁnais ó'n m-buaireaḋ do ṫuill ár ḃ-peacuiḋe. Amen

## An Ceaṫraṁaḋ Diaṁarún.

### Iomċur na Croiċe.

### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san diaṁarún so mar d' iomċair ár d-Tiġearna Íosa Críost (n-déis a ḃeiṫ daorṫa ċum báis) an Croċ go foiġideaċ do cuireaḋ air, ag méadúġaḋ a ṗionúis agus a ṁasla.

### Guiḋmís.

A Ṁaiġdean ḃeannuiġṫe, a ṡompla na foiġde, as uċt iomċair píanaṁla na Croiċe, le'r iomċair do Ṁac ionṁuin ár d-Tíġearna Íosa Críost ualaċ anṁór ár b-peacaḋ faġ dúinn, tréd' eadarġuiḋe, meisneaċ agus neart a ċoiscéime do leanaṁuin, agus mar an g-céadna esean do leanaṁuin ag iomċar ár g-croiċe go críoċ ár m-beaṫa. Amen.

## An Cúigeaḋ Diaṁairín.

## Céasaḋ Ċríost.

### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san diaṁarún so an tan do ṫainic ár d-Tiġearna Íosa Críost go Cnoc Calbaria, mar ar noċtaḋ d'á ċuid eadaiġ é, agus mar do greamuiġeaḋ a ċosa agus a láṁa le táirngiḋiḃ do'n ċroiċ a b-fiaḋnaise a Ṁaṫar ró ḋóláraiġe.

### Guiḋmís.

A Naoiṁ Ṁuire, a Ṁáṫair Dé, do réir mar do síneaḋ do Ṁac ionṁuin air an g-croiċ; go raiḃe ár g-croiḋṫiḃ-ne creaċtaiġṫe le truaiġe d'á ṗáis; agus a ṁaiġdean ró ḃeannuiġṫe, deónuiġ a ḃeiṫ diolċúramaċ air ár son, a sliġe ár slánuiġṫe tré d'eadarġuiḋe ḟoirfe. Amen.

[Abair "*Salve Regina*," agus an urnuiġe atá 'na ḋiaiġ.]

## An Treas Alt.

## Na Cúig Diaṁairín Ġlórṁara.

Is ion-ráiḋte gaċ Céadaoin, agus gaċ Saṫurn 'san m-bliaḋain, agus gaċ Doṁnaċ o Ċáisg go d-tí an Teaċt.

### An Céad Diaṁairún

### An Eiséirġe.

### An Leirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san Diaṁairún so mar d' éiriġ ár d-Tiġearna Íosa Críost, do-ḃásuiġṫe, do-ḟulangaċ iar m-breiṫ buaiḋe go glórṁar air an m-ḃás dó.

[Tar éis gaċ léirsmuainte, abair Paidir, deiċ n-Ave Maria, agus Glóir do'n Aṫair, &c.]

### Guiḋmís.

A Ṁaiġdean ġlórṁar Muire, trés an t-sólas do-inste do ḃí ort tré eiséirġe d'aon Ṁic; gnóṫuiġ ḋúinn gan ár g-claonta do ḃeiṫ air ḟeaċrán a n-diaiġ sóláis ċealgaiġ na cruinne; aċt a m-beiṫ go h-uile do ġnáṫ ag tóruiġeaċt air ṡólásaiḃ fíre dísle Neiṁe. Amen.

## An Dara Diaṁarún.

### An Deasgaḃáil.

### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san Diaṁarún so mar do ċuaiḋ ár d-Tiġearna Íosa Críost dá ḟiċċid lá iar n-eiséirġe, suas ar Neaṁ (agus aingil ag feiċeaṁ air) i n-aṁarc a Ṁaṫar ró naoṁṫa, a Apstol agus a Deisciobal ċum mór-iongantais an iomláin.

### Guiḋmís.

A Ṁáṫair Dé, a ċóṁḟurtaċd na n-dobrónaċ, do réir mar do ṫóg do Ṁac ionṁuin a láṁa suas (ag dul go flaiṫeas dó) agus do ḃeannuiġ a Apstoil; déonuiġ a Ṁáṫair ró-naoṁṫa, do láṁa neaṁ-ċaiḋeaċ féin do ṫógḃáil ar ár son-ne ċuige, agus tairḃe a ḃeannuiġṫe sin do ġnóḋúġaḋ dúin-ne anois air talaṁ, agus da éise so a b-Flaiṫeas. Amen.

## An Treas Diaṁarún.

## Teaċt an Spioraid Naoiṁ.

### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san Diaṁarún so mar do ċuir ár d-Tiġearna iar n-Deas-ġaḃail, an Spiorad Naoiṁ, do réir a ġeallaṁna, air na h-Apstolaiḃ, do ḃí, mar aon leis an Óiġ Beannaiġṫe Muire, ag ġnáṫuġaḋ urnuiġe, agus caon-dúṫraċta, iar b-filleaḋ go h-Ierusalem dóiḃ, ag súil le cóiṁlíonaḋ a ġeallaṁna.

### Guiḋmís.

A Óiġ Naoiṁṫa, a ṫiġis an Spioraid Naoiṁ, guiḋmid ṫú gnóṫuiġ dúinn-ne, tré d'eadarġuiḋe, an Cóṁfurtaiḋe ró ċúṁraḋ so do ċuir do Ṁac ionṁuin anuas ar na h-Apstolaiḃ d'á líonaḋ le úrġáirdeas spioradalta, ár d-teagasg 'san t-saoġal so, i slíġe ár slánuiġṫe, agus siúḃal a g-cosán súḃailce agus déiġoibre. Amen.

## An Ceaṫraṁaḋ Diaṁarún.

## Tógḃáil Muire go Flaiṫeas.

### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san Diaṁarún so mar do ċuaiḋ an Ṁaiġdean ġlórṁar, ḋá ḃliaġain déug déis Eiséirġe a Ṁic, as an t-saoġal so, d'á ḟarraḋ; agus mar do ṫóg sé suas í leis go flaiṫeaṁnas a g-cuideaċta na naoṁ-aingeal.

### Guiḋmís.

A Ṁaiġdean ró eagnaiḋe, air n-dul do'n ċúirt neaṁḋa ḋuit, do líon na h-Aingil Naoṁṫa le h-úrġáirdeaċas agus an duine le dóċas, deónuiġ eadarġuiḋe air ár son i n-uair ár m-báis; ionnus iar ár m-beiṫ saor ó ċealgaiḃ, agus ó ċaṫuiġṫiḃ an Diaḃail; go m-b'ḟéidir linn an staid saoġalta so d'ḟágḃáil go sólásaċ slán ag sealḃuġaḋ na beaṫa síorruiḋe. Amen.

## An Cúigeaḋ Diaṁarún.

### Coróinuġaḋ Muire i b-Flaiṫeas.

### An Léirsmuaineaḋ.

Smuainimís 'san Diaṁarún so mar do ċoróiniġ a Mac an Maiġdean ġlórṁar Muire leis an g-coróin is dealraiḋe do'n ġlóir, le iomad gáir-deaċais agus meanman na cúirte Ainglíḋe; agus go mór-ṁór ċum glóire na naoṁ uile.

### Guiḋmís.

A Ríoġain ġlórṁar na g-caṫruiġ-ṫeóir neaṁḋa uile aṫċuingimíd ṫú, glac an ċoróin Muire so atamaoid ag teilgean faoi do ċosaiḃ, mar atán rós; agus fág ḋúinn a Ḃain-tiġearna trócaireaċ le d' eadarġuiḋe, ár n'anama ḃeiṫ air lasa le ainteas dúile, ṫusa d' feicsin corónta coṁ-ġlórṁar sin, ionnos naċ meaṫfaḋ an dúil céadona ionnuinn, go n-déan-famaoid í do ṁalairt air seilḃ d' aṁairc ḃeannaiġṫe-si. Amen.

[Abair "*Salve Regina*," agus an urnuiġe atá 'na ḋiaġ.]

## MOLAḊ AN NAOṀ SACRAMAINT.

Nár lia aingil a b-flaiṫeas faoi láiṁ an Ríġ,
Nár lia anmanna beannaiġṫe atá 'n-a ríoġaċt,
Nár lia ċrutaiġ an t-Aṫair air ċlár an t-saoiġil,
Ná molaḋ gaċ teangan air ainm an t-Sácraimint.

Nár lia braon a d-tréanṁuir fairrge atá,
Nár lia éisg a m-béal na ngairiḋe a snáṁ,
Nár lia féar san t-saoġal, ná gainiṁ air tráiġ,
Ná molaḋ Coirp naoṁṫa aon-ṁic Aṫar na ngrás.

Nár lia bliaġain a síorruiḋeaċt árd an Ríġ,
Nár lia subailce díaḋa atá ag Críost,
Nár lia soillse tá a b-párrṫas árd an Ríġ,
Na molaḋ do Dia go fíor 'san t-Sácramint.

Nar lia réalta glinneaċ a spéarṫa bíos,
Nar lia bréiṫre léiġid a ċléir do Críost,
Nar lia caol-tsruiṫ tíġean san tréanṁuir síos,
Na molaḋ gan traoċaḋ air naoṁ-Corp beann-
aiġṫe Críost.

Nar lia litir le faicsin a g-clár an dlíġe,
Nar lia duile gaċ coille dá n-deárnaḋ an Ríġ,
Nar lia binn-ġuṫ cluinsear go bráṫ na ríġeaċt.
Na molaḋ mic Muire do fíor san t-Sácramint.

